GAELIC LEAGUE PUBLICATIONS.

# Ceiṫre Sgéalta Eile

(Sgéalta XI., XII., XIV., XIX.)

ar an

# "Sgéaluiḋe Gaeḋealaċ."

leis

## An gCraoiḃín Aoiḃinn

(.i. Dúḃglas de h-Íde, LL.D.)



Clóḃuailte le
Séaly, Bryars ⁊ Walcér.
Foillriġṫe le
Gill agus a Ṁac,
Baile-Áṫa-Cliaṫ.

1904

Naoi bpiġne (net).

# Ceiṫre Sgeulta Eile

('XI., XII., XIV., XIX.)

Tarraingte ar an

## "Sgeuluiḋe Gaeḋealaċ."

leis

## An gCraoiḃín Aoiḃinn

(.i. Dúḃglas de h-Íde, LL.D.)





Clóḃuailte le
Séaly, Bryars ⁊ Walcér,
agus foillriġṫe le
Gill agus a Ṁac,
Baile-áṫa-cliaṫ.

1904

# CONTENTS.





* Three of the above stories, "The King of the Black Desert," "Curneen of the Furze," and "John of the Two Sheep," with a fourth story, are to be found translated into English under the title of "Four Irish Stories," published by Gill & Son, price 6d. net.

# An sgeuluide gaeḋealaċ.



## le dúḃglas de h-Íde, LL.D.

(An Ċraoiḃín Aoiḃinn.)



## Riġ an ḟásaiġ ḋuiḃ.*

Nuair ḃí O Concúḃair 'na ríġ ar Éirinn ḃí sé 'na ċómnuiḋe i Ráṫ-ċruaċáin Connaċt. Ḃí aon ṁac aṁáin aige, aċt nuair d'ḟás sé suas, ḃí sé fiaḋáin, agus níor ḟeud an ríġ smaċt do ċur air, mar ḃeiḋeaḋ a ṫoil féin aige ins gaċ uile niḋ.

Aon ṁaidin aṁáin ċuaiḋ sé amaċ,

A ċú le na ċois
A ṡeaḃac ar a ḃois
A's a ċapall breáġ duḃ d'á iomċar.

agus d'imṫiġ sé ar aġaiḋ, ag gaḃáil rainn aḃráin dó féin go dtáinig sé ċoṁ fad le sgeaṫaċ mór do ḃí ag fás ar ḃruaċ gleanna. Ḃí sean-duine liaṫ 'na ṡuiḋe ag bonn na sgeiċe, agus duḃairt sé: " A ṁic an ríġ, má ṫig leat imirt ċoṁ maiṫ a's ṫig leat aḃrán do ġaḃáil, buḋ ṁaiṫ lion

* Laḃrar O Floinn, ó Ḃeul-áṫ-na-muice (Swinford i mBeurla) d'innis an sgeul so do Ṗróinsias O Concuḃair i mB'l'áṫluain, ó a ḃfuair mise é.

cluiċe d'imirt leat." Ṡaoil mac an ríġ gur sean-duine mi-ċéillíḋe do ḃí ann, agus ṫuirling sé, ċaiṫ srian ṫar ġeug, agus ṡuiḋ síos le taoiḃ an tsean-duine liaṫ. Ṫarraing seisean paca cártaiḋ amaċ agus d' ḟiafruiġ: "An dtig leat iad so d'imirt?"

"Tig liom," ar san mac-ríġ.

"Créad imeóramaoid air?" ar san sean-duine liaṫ.

"Níḋ ar biṫ is mian leat," ar san mac-ríġ.

"Maiṫ go leór, má ġnóṫaiġim-se caiṫfiḋ tusa níḋ ar biṫ a iarrfas mé ḋeunaṁ ḋam, agus má ġnóṫaiġeann tusa, caiṫfiḋ mise níḋ ar biṫ iarrfas tusa orm ḋeunaṁ ḋuitse," ar san sean-duine liaṫ.

"Tá mé sásta," ar san mac-ríġ.

D'imir siad an cluiċe agus ḃuail an mac ríġ an sean duine liaṫ. Ann sin duḃairt sé, "créad do buḋ ṁian leat mise do ḋeunaṁ ḋuit, a ṁic an ríġ?"

"Ní iarrfaiḋ mé ort níḋ ar biṫ do ḋeunaṁ ḋam," ar san mac-ríġ, "saoilim naċ ḃfuil tú ionnánn mórán do ḋeunaṁ."

"Ná bac leis sin," ar san sean duine, "caiṫfiḋ tú iarraiḋ orm rud éigin do ḋeunaṁ, níor ċaill mé geall ariaṁ nár ḟeud mé a íoc."

Mar duḃairt mé, ṡaoil an mac ríġ gur sean duine miċéillíḋ do ḃí ann, agus le na ṡásuġaḋ duḃairt sé leis:

"Bain an ceann de mo leasṁáṫair agus cuir ceann gaḃair uirri ar feaḋ seaċtṁaine."

"Deunfad sin duit," ar san sean duine liaṫ. Ċuaiḋ an mac ríġ ag marcuiġeaċt ar a ċapall.

A ċú le na ċois
A ṡeabac ar a ḃois.

agus ṫug sé a aġaiḋ ar áit eile, agus níor ċuiṁniġ sé níos mó ar an sean duine liaṫ, go dtáinig sé a-ḃaile.

Fuair sé gáir agus brón mór in san gcaisleán. D'innis na searḃḟóġantaiḋ ḋó go dtáinig draoiḋeadóir asteaċ 'san seomra 'n áit a raiḃ an ḃainríoġan agus gur ċuir sé ceann gaḃair uirri i n-áit a cinn féin.

"Dar mo láiṁ, is iongantaċ an níḋ é sin," ar san mac ríġ, "dá mbeiḋinn 'san mbaile do ḃainfinn an ceann dé le mo ċlaiḋeaṁ." Ḃí brón mór ar an ríġ agus ċuir sé fios ar ċóṁairleóir críona agus d'ḟiafruiġ sé ḋé an raiḃ fios aige cia an ċaoi ṫárla an níḋ seo do'n ḃainríoġain. "Go deiṁin ní ṫig liom sin innseaċt duit" ar seisean, "is obair draoiḋeaċta é."

Níor leig an mac ríġ air féin go raiḃ eólas ar biṫ aige ar an gcúis, aċt ar maidin amáraċ d'imṫiġ sé amaċ,

A ċú le na ċois
A ṡeabac ar a ḃois
'S a ċapall breáġ duḃ d'á iomċar,

agus níor ṫarraing sé srian go dtáinig sé ċoṁ fada leis an sgeiċ ṁóir ar ḃruaċ an ġleanna. Ḃí an sean duine liaṫ 'na ṡuiḋe ann sin faoi an sgeiċ agus duḃairt sé: "A ṁic an ríġ, mbéiḋ

cluiċe agad andiu?" Ṫuirling an mac ríġ agus duḃairt: "Béiḋ." Leis sin, ċaiṫ sé an srian ṫar ġeug, agus ṡuiḋ síos le taoiḃ an tsean duine. Ṫarraing seisean na cárdaiḋ amaċ, agus d'ḟiafruiġ de'n ṁac ríġ an ḃfuair sé an níḋ do ġnóṫaiġ sé andé.

"Tá sin ceart go leór," ar san mac ríġ.

"Imeóramaoid ar an ngeall ceudna andiu," ar san sean duine liaṫ.

"Tá mé sásta," ar san mac ríġ.

D'imir siad, agus ġnóṫaiġ an mac ríġ. "Créad do buḋ ṁaiṫ leat mise do ḋeunaṁ ḋuit an t-am so?" ar san sean duine liaṫ. Smuaín an mac ríġ agus duḃairt leis féin: "Beurfaiḋ mé obair ċruaiḋ ḋó an t-am so." Ann sin duḃairt sé: "Tá páirc seaċt n-acra ar ċúl caisleáin m'aṫar, bíoḋ sí líonta ar maidin amáraċ le baṫ (buaiḃ) gan aon ḃeirt aca do ḃeiṫ ar aon daṫ, ar aon áirde, no ar aon aois aṁáin."

"Béiḋ sin deunta," ar san sean duine liaṫ.

Ċuaiḋ an mac ríġ ag marcuiġeaċt ar a ċapall,

A ċú le na ċois
A ṡeaḃac ar a ḃois,

agus ṫug aġaiḋ a-ḃaile. Ḃí an ríġ go brónaċ i dtaoiḃ na bainríoġna. Ḃí doctúiriḋ as h-uile áit i n-Éirinn, aċt níor ḟeud siad aon ṁaiṫ do ḋeunaṁ ḋí.

Ar maidin, lá ar na ṁáraċ, ċuaiḋ maor an ríġ amaċ go moċ, agus ċonnairc sé an ṗáirc ar ċúl an ċaisleáin líonta le baṫ (buaiḃ) agus gan aon ḃeirt aca de 'n daṫ ċeudna no de'n aois

ċeudna, no de'n áirde ċeudna. D'imṫiġ sé isteaċ, agus d'innis sé an sgeul iongantaċ do'n ríġ. "Teiriġ agus tiomáin iad amaċ," ar san ríġ. Fuair an maor fir, agus ċuaiḋ sé leó ag tiomáint na mbó amaċ, aċt ní luaiṫe ċuirfeaḋ sé amaċ ar aon taoiḃ iad 'ná ṫiucfaḋ siad isteaċ ar an taoiḃ eile. Ċuaiḋ an maor do'n ríġ arís, agus duḃairt leis naċ ḃfeudfaḋ an méad fear ḃí i n-Éirinn na baṫ sin do ḃí san bpáirc do ċur amaċ. "Is baṫ draoiḋeaċta iad," ar san ríġ.

Nuair ċonnairc an mac-ríġ na baṫ, duḃairt sé leis féin: "Béiḋ cluiċe eile agam leis an sean duine liaṫ andiú." D'imṫiġ sé amaċ an ṁaidin sin,

A ċú le na ċois
A ṡeaḃac ar a ḃois
A's a ċapall breáġ duḃ d'á iomċar,

agus níor ṫarraing sé srian go dtáinig sé ċoṁ fada leis an sgeiċ ṁóir ar ḃruaċ an ġleanna. Ḃí an sean duine liaṫ ann sin roiṁe agus d'iarr sé air an mbeiḋeaḋ cluiċe cárdaiḋ aige.

"Béiḋ," ar san mac ríġ; "aċt tá fios agad go maiṫ go dtig liom tú ḃualaḋ ag imirt cárda."

"Béiḋ cluiċe eile againn," ar san sean duine liaṫ. "Ar imir tú liaṫróid ariaṁ?"

"D'imreas go deiṁin," ar san mac ríġ; "aċt saoilim go ḃfuil tusa ró ṡean le liaṫróid d'imirt, agus ċor leis sin ní'l aon áit againn ann so le n-imirt."

"Má tá tusa úṁal le imirt, geoḃaiḋ mise áit," ar san sean duine liaṫ.

"Táim úṁal," ar san mac ríġ.

"Lean mise," ar san sean duine liaṫ.

Lean an mac ríġ é tríd an ngleann, go dtángadar go cnoc breáġ glas. Ann sin, ṫarraing sé amaċ slaitín draoiḋeaċta, agus duḃairt focla nár ṫuig mac an ríġ, agus faoi ċeann móimid, d'osgail an cnoc agus ċuaiḋ an ḃeirt isteaċ, agus ċuaiḋ siad tríd a lán de ḣallaiḃ breáġa go dtángadar amaċ i ngáirdín. Ḃí gaċ uile níḋ níos breáġa 'ná ċéile in san ngáirdín sin. agus ag bonn an ġáirdín ḃí áit le liaṫróid d'imirt.

Ċaiṫ siad píosa airgid suas le feicsint cia aca mbeiḋeaḋ láṁ-astiġ aige, ⁊ fuair an sean duine liaṫ sin.

Ṫosaiġ siad ann sin, agus níor stad an sean duine gur ġnóṫaiġ sé an cluiċe. Ní raiḃ ḟios ag an mac ríġ créad do ḋeunfaḋ sé. Faoi ḋeóiḋ d'ḟiafruiġ sé de'n tsean-duine créad do buḋ ṁaiṫ leis é do ḋeunaṁ dó.

"Is mise Ríġ ar an ḃFásaċ Duḃ, agus caiṫfiḋ tusa mé féin agus m'áit-ċóṁnuiḋe d'ḟáġail amaċ faoi ċeann lá agus bliaḋain, nó geoḃaiḋ mise ṫusa amaċ agus caillfiḋ tú do ċeann."

Ann sin ṫug sé an mac ríġ amaċ an bealaċ ceudna a ndeaċaiḋ sé isteaċ. Ḋruid an cnoc glas 'na ḋiaiġ agus d'imṫiġ an sean duine liaṫ ar aṁarc.

Ċuaiḋ an mac ríġ ag marcuiġeaċt ar a ċapall,

A ċú le na ċoir,
A ṡeaḃac ar a ṡ o r,

agus é brónaċ go leór.

An tráṫnóna sin, do ḃreaṫnuiġ an ríġ go raiḃ brón agus buaiḋreaḋ mór ar an mac óg, agus nuair ċuaiḋ sé 'na ċodlaḋ, ċualaiḋ an ríġ agus gaċ uile ḋuine do ḃí in san gcaisleán trom-osnaoil agus rámalaiḋ uaiḋ. Ḃí an ríġ faoi ḃrón ceann gaḃair do ḃeiṫ ar an mbainríoġain, aċt buḋ ṁeasa é seaċt n-uaire nuair d'innis an mac dó an sgeul, mar ṫárla ó ṫús go deireaḋ.

Ċuir sé fios ar ċóṁairleóir críona, agus d'ḟiafruiġ sé ḋé an raiḃ fios aige cia an áit a raiḃ an Ríġ ar an ḃFásaċ Duḃ 'na ċóṁnuiḋe.

"Ní'l, go deiṁin," ar seisean; "aċt ċoṁ cinnte a's tá ruball (earball) ar an gcat muna ḃfáġaiḋ an t-oiḋre óg an draoiḋeadóir sin amaċ, caillfiḋ sé a ċeann."

Ḃí brón mór i gcaisleán an ríġ an lá sin. Ḃí ceann gaḃair ar an mbainríoġain, agus an mac-ríġ dul ag tóruiġeaċt draoiḋeadóra, gan ḟios an dtiucfaḋ sé ar ais go deó.

Tar éis seaċtṁaine [do] baineaḋ an ceann gaḃair de'n ḃainríoġain, agus cuireaḋ a ceann féin uirri. Nuair ċualaiḋ sí an ċaoi ar cuireaḋ an ceann gaḃair uirri, ṫáinig fuaṫ mór uirri anaġaiḋ an ṁic ríġ, agus dubairt sí: "Nár ṫagaiḋ sé ar ais beó ná marḃ."

Ar maidin, Dia Luain, d'ḟág sé a ḃeannaċt ag a aṫair agus ag a ġaol, ḃí a ṁála-siúḃail ceangailte ar a ḋruim, agus d'imṫiġ sé,

A ċú le na ċois,
A ṡeabac ar a ḃois,
A's a ċapall breáġ duḃ d'á iomċar.

Ṡiúḃail sé an lá sin go raiḃ an ġrian imṫiġṫe faoi sgáile na gcnoc, agus go raiḃ dorċadas na h-oiḋċe ag teaċt, gan ḟios aige cia'n áit a ḃfuiġfeaḋ sé lóistín. Ḃreaṫnuiġ sé coill ṁór ar ṫaoiḃ a láiṁe clé, agus ṫarraing sé uirri ċoṁ tapa agus d'ḟeud sé, le súil an oiḋċe do ċaṫaḋ faoi ḟasgaḋ na gcrann. Ṡuiḋ sé síos faoi ḃonn crainn ṁóir darac, d'ḟosgail sé a ṁála-siúḃail le biaḋ ⁊ deoċ do ċaṫaḋ, nuair ċonnairc sé iolar mór ag teaċt ċuige.

"Ná bíoḋ faitċios ort róṁam-sa, a ṁic ríġ. Aiṫniġim ṫú, is tú mac Ui Conċuḃair ríġ Éireann. Is caraid mé, agus má ṫugann tú do ċapall dam-sa le taḃairt le n-iṫe do ċeiṫre éanlaiṫ ocraċa atá agam, béarfaiḋ mise níos faide 'ná do ḃéarfaḋ do ċapall ṫú, agus b'éidir go gcuirfinn ṫú ar lorg an té atá tú 'tóruiġeaċt."

"Tig leat an capall do ḃeiṫ agad agus fáilte," ar san mac ríġ, "ciḋ gur brónaċ mé ag sgaraṁaint leis."

"Tá go maiṫ, béiḋ mise ann so ar maidin amáraċ le h-éirġe na gréine." Ann sin d'ḟosgail sí a gob mór, rug greim ar an gcapall. Buail a dá ṫaoiḃ anaġaiḋ a ċéile, ġlac sgiaṫán, agus d'imṫiġ as aṁarc.

D'iṫ agus d'ól an mac ríġ a sáiṫ, ċuir an mála-siúḃail faoi na ċeann, agus níor ḃfada go raiḃ sé 'na ċodlaḋ, agus níor ḋúisiġ sé go dtáinig an t-iolar agus gur ḋuḃairt: "Tá sé i n-am dúinn ḃeiṫ 'g imṫeaċt, tá aistear fada rómainn, beir greim ar do ṁála agus léim suas ar mo ḋruim."

"Aċt, mo ḃrón!" ar seisean, "caiṫfiḋ mé 'garaṁaint le mo ċú agus le mo ṡeaḃac."

"Ná bíoḋ brón ort," ar sise; "béiḋ siad ann so rómad nuair ṫiucfas tú ar ais."

Ann sin léim sé suas ar a druim, ġlac sise sgiaṫán, agus as go bráṫ léiṫe 'san aér. Ṫug sí é ṫar ċnocaiḃ agus gleanntaiḃ, ṫar ṁuir ṁóir agus ṫar ċoilltiḃ, gur saoil sé go raiḃ sé ag deireaḋ an doṁain. Nuair ḃí an ġrian ag dul faoi sgáile na gcnoc, ṫáinig sí go talaṁ i lár fásaiġ ṁóir, agus duḃairt leis: "Lean an casán ar ṫaoiḃ do láiṁe deise, agus béarfaiḋ sé ṫú go teaċ carad. Caiṫfiḋ mise filleaḋ ar ais le solaṫar do m'éanlaiṫ."

Lean seisean an casán, agus níor ḃfada go dtáinig sé go dti an teaċ, agus ċuaiḋ sé asteaċ. Ḃí sean-duine liaṫ 'na suiḋe 'san gcoirneull; d'éiriġ sé ⁊ duḃairt, "Ceud míle fáilte rómad, a Ṁic Ríġ as Ráṫ-Ċruaċan Ċonnaċt."

"Ní'l eólas agam-sa ort," ar san mac ríġ.

"Ḃí aiṫne agam-sa ar do ṡean-aṫair," ar san sean duine liaṫ; "suiḋ síos; is dóiġ go ḃfuil tart agus ocrus ort."

"Ní'l mé saor uaṫa," ar san mac ríġ. Ḃuail an sean duine a ḋá ḃois anaġaiḋ a ċéile, agus ṫáinig beirt feirḃíseaċ, agus leagadar bord le mairt-ḟeóil, caoir-ḟeóil, muic-ḟeóil agus le neart aráin i láṫair an ṁic ríġ, agus duḃairt an sean duine leis: "Iṫ agus ól do ṡáiṫ, ḃ'éidir go mbuḋ fada go ḃfuiġfiḋ tú a leiṫéid arís." D'iṫ agus d'ól sé oiread agus buḋ ṁian leis. agus ṫug buiḋeaċas ar a son.

Ann sin duḃairt an sean duine, "tá tú dul ag tóruiġeaċt Ríġ an Ḟásaiġ Ḋuiḃ; teiriġ ag codlaḋ anois, agus raċaiḋ mise tré mo leaḃraiḃ le feuċaint an dtig liom áit-ċóṁnuiḋe an ríġ sin d'ḟáġail amaċ." Ann sin, ḃuail sé a ḃosa; ṫáinig seirḃíseaċ, agus duḃairt sé leis "Taḃair an mac ríġ go dtí a seomra." Ṫug sé go seomra breáġ é, agus níor ḃfada gur ṫuit sé 'na ċodlaḋ.

Ar maidin, lá ar na ṁáraċ, ṫáinig an sean duine agus duḃairt: "Éiriġ, tá aistear fada rómad. Caiṫfiḋ tú cúig ceud míle ḋeunaṁ roiṁ meaḋon-lae."

"Ní feudfainn é do ḋeunaṁ," ar san mac ríġ.

"Má's marcaċ maiṫ ṫú, ḃéarfaiḋ mise capall duit ḃéarfas tú an t-aistear."

"Deunfad mar déarfas tusa," ar san mac ríġ.

Ṫug an sean duine neart le n-iṫe agus le n-ól dó, agus nuair ḃí sé sáṫaċ, ṫug se gearrán beag bán dó, agus duḃairt: "Taḃair cead a ċinn do'n ġearrán, agus nuair stopfas sé, féaċ

suas 'san aér agus feicfiḋ tú trí ealaiḋe ċoṁ geal le sneaċta. Is iad sin trí inġeana Ríġ an Ḟásaiġ Ḋuiḃ. Béiḋ naipicín glas i mbeul eala aca, sin í an inġean is óige, agus ní'l neaċ beó d'ḟeudfaḋ tú do ṫabairt go tiġ Ríġ an Ḟásaiġ Ḋuiḃ aċt í. Nuair stopfas an gearrán, béiḋ tú i ngar do loċ; tiucfaiḋ na trí ealaiḋe go talaṁ ar ḃruaċ an loċa sin, agus deunfaid triúr mná (ban) óg díoḃ féin, agus raċaiḋ siad asteaċ 'san loċ ag snáṁ agus ag rinnc. Congḃaiġ do ṡúil ar an naipicín glas agus nuair ġeoḃas tú na mná óga 'san loċ, teiriġ agus fáġ an naipicín agus ná sgar leis. Teiriġ i ḃfolaċ faoi ċrann agus nuair ṫiucfaiḋ na mná óga amaċ, deunfaiḋ beirt aca ealaiḋe díoḃ féin agus imṫeóċaiḋ siad 'san aér. Ann sin, déarfaiḋ an inġean is óige, "Deunfaiḋ mé níḋ ar biṫ do'n té ḃéarfas mo naipicín dam." Tar i láṫair ann sin, agus tabair an naipicín dí, ⁊ abair naċ ḃfuil níḋ ar biṫ ag teastál uait, aċt do ṫabairt go tiġ a h-aṫar, agus innis dí gur mac ríġ tú ar tír ċúṁaċtaiġ."

Rinne an mac ríġ gaċ níḋ mar duḃairt an sean duine leis, agus nuair ṫug sé an naipicín d'inġin Ríġ an Ḟásaiġ Ḋuiḃ, duḃairt sé: "Is mise mac Uí Ċonċuḃair, Ríġ Connaċt. Tabair mé go dti d'aṫair: fada mé d'á ṫóruiġeaċt."

"Nár ḃfearr ḋuit mé níḋ éigin eile do ḋeunaṁ ḋuit?" ar sise.

"Ní'l aon níḋ eile ag teastál uaim," ar seisean.

"Ma ṫaisbéanaim an teaċ duit naċ mbéiḋ tú sásta ?" ar sise.

"Béiḋead," ar seisean.

"Anois," ar sise, "ar d'anam ná h-innis do m' aṫair gur mise do ṫug ċum a ṫiġe-sean tú, agus béiḋ mise mo ċaraid ṁaiṫ ḋuit; agus leig ort féin," ar sise, "go ḃfuil mór-ċúṁaċt draoiḋeaċt agad."

"Deunfad mar deir tú," ar seisean.

Ann sin rinne sí eala ḋí féin agus duḃairt: "Léim suas ar mo ṁuin, agus cuir do láṁa faoi mo ṁuinéal, agus congḃaiġ greim cruaiḋ."

Rinne sé aṁlaiḋ, agus ċraiṫ sí a sgiaṫána, ⁊ ar go bráṫ léiṫe ṫar ċnocaiḃ a's ṫar ġleanntaiḃ, ṫar ṁuir agus ṫar ṡléiḃtiḃ, go dtáinig sí go talaṁ mar do ḃí an ġrian ag dul faoi. Ann sin duḃairt sí leis: "An ḃfeiceann tú an teaċ mór sin ṫall? Sin teaċ m'aṫar. Slán leat. Am ar bíṫ ḃéiḋeas baoġal ort, béiḋ mise le do ṫaoiḃ." Ann sin d'imṫiġ sí uaiḋ.

Ċuaiḋ an mac ríġ ċum an tiġe, ċuaiḋ asteaċ, agus cia d'ḟeicfeaḋ sé ann sin 'na ṡuiḋe i gcaṫaoir óir, aċt an sean duine liaṫ d'imir na cárdaiḋ agus an liaṫróid leis.

"Feicim, a ṁic ríġ," ar seisean, "go ḃfuair tú mé amaċ roiṁ lá agus bliaḋain. Cá ḟad ó d'ḟág tú an baile?"

"Ar maidin andiú, nuair ḃí mé ag éiriġe as mo leabuiḋ connairc mé tuaġ-ceaṫa, rinne mé léim, sgar mé mo ḋá ċois air, agus ṡleaṁnaiġ mé ċoṁ fada leis seo."

"Dar mo láiṁ, is mór an ġaisgiḋeaċt do rinne tú," ar san sean ríġ.

"D'ḟeudfainn rud níos iongantaiġe 'ná sin do ḋeunaṁ, dá n-ógróċain," ar san mac ríġ.

"Tá trí neiṫe agam duit le deunaṁ," ar san sean ríġ, "⁊ má's féidir leat iad do ḋeunaṁ, beiḋ roġa mo ṫriúir inġean agad mar ṁnaoi, agus muna dtig leat iad do ḋeunaṁ, caillfiḋ tú do ċeann mar ċaill cuid ṁaiṫ de ḋaoiniḃ óga róṁad."

Ann sin duḃairt sé, "Ní ḃíonn iṫe ná ól in mo ṫiġ-se, aċt aon uair aṁáin 'san tseaċtṁain, agus ḃí sé againn ar maidin andiú."

"Is cuma liom-sa," ar san mac ríġ; "tig liom trosgaḋ do ḋeunaṁ ar feaḋ míosa dá mbeiḋeaḋ cruaḋóg orm."

"Is dóiġ go dtig leat dul gan ċodlaḋ mar an gceudna?" ar san sean ríġ.

"Tig liom gan aṁras," ar san mac ríġ.

"Béiḋ leabuiḋ ċruaiḋ agad anoċt mar sin," ar san sean ríġ; "tar liom go dtaisbéanfaiḋ mé ḋuit é." Ṫug sé amaċ ann sin é, ⁊ ṫaisbéan sé ḋó crann mór agus gaḃlóg air, ⁊ duḃairt: "Teiriġ suas ann sin agus codail in san ngaḃlóig, agus ḃí réiḋ le h-éiriġe na gréine."

Ċuaiḋ sé suas in san ngaḃlóig, aċt ċoṁ luaṫ agus ḃí an sean ríġ 'na ċodlaḋ, ṫáinig an inġean óg agus ṫug asteaċ go seomra breáġ é, agus ċongḃaiġ sí ann sin é go raiḃ an sean ríġ ar tí éiriġe. Ann sin ċuir sí é amaċ arís i ngaḃlóig an ċrainn.

Le h-éirġe na gréine, ṫáinig an sean ríġ ċuige agus duḃairt, "Tar anuas anois, ⁊ tar liom-sa go dtaisbéanfaiḋ mé ḋuit an níḋ atá agad le deunaṁ andiú."

Ṫug sé an mac ríġ go bruaċ loċa ⁊ ṫaisbéan sé ḋó sean-ċaisleán, agus duḃairt leis, "Caiṫ gaċ huile ċloċ 'san gcaisleán sin amaċ 'san loċ, ⁊ bíoḋ sé deunta agad seal má dtéiḋeann an ġrian faoi, tráṫnóna." D'imṫiġ sé uaiḋ ann sin.

Ṫosaiġ an mac ríġ ag obair, aċt ḃí na cloċa greamuiġṫe d'á ċéile ċoṁ cruaiḋ sin, nár ḟeud sé aon ċloċ aca do ṫógḃáil, agus dá mbeiḋeaḋ sé ag obair go dtí an lá so, ní ḃeiḋeaḋ cloċ ar an gcaisleán. Ṡuiḋ sé síos ann sin ag smuaineaḋ créad do buḋ ċóir ḋó ḋeunaṁ, agus níor ḃfada go dtáinig inġean an tsean-ríġ ċuige, ⁊ duḃairt, "Cad é fáṫ do ḃróin?" D'innis sé ḋí an obair do ḃí aige le deunaṁ. "Na cuireaḋ sin brón ort; deunfaiḋ mise é," ar sise. Ann sin ṫug sí arán, mairtḟeóil ⁊ fíon ḋó, ṫarraing amaċ slaitín draoiḋeaċta, ḃuail buille ar an t-sean-ċaisleán, agus faoi ċeann móimid ḃí gaċ uile ċloċ ḋé ar ḃonn an loċa. "Anois," ar sise, "ná h-innis do m'aṫair gur mise do rinne an obair ḋuit."

Nuair ḃí an ġrian ag dul faoi, tráṫnóna ṫáinig an sean ríġ agus duḃairt: "Ḟeicim go ḃfuil d'obair laé deunta agad."

"Tá," ar san mac ríġ, "tig liom obair [illegible] biṫ do ḋeunaṁ."

Ṡaoil an sean ríġ anois go raiḃ cúṁaċt ṁór draoiḋeaċta ag an mac ríġ, agus duḃairt leis, "Sé d'obair laé amáraċ na cloċa do ṫógḃáil as an loċ, agus an caisleán do ċur ar bonn mar ḃí sí ċeana."

Ṫug sé an mac ríġ a-ḃaile agus duḃairt leis, "Teiriġ do ċodlaḋ 'san áit a raiḃ tú an oiḋċe aréir."

Nuair ċuaiḋ an sean-ríġ 'na ċodlaḋ ṫáinig an inġean óg agus ṫug isteaċ é ċum a seomra féin, agus ċongḃaiġ ann sin é go raiḃ an sean ríġ ar tí éiriġe ar maidin; ann sin ċuir sí amaċ arís é i ngaḃlóig an ċ ainn."

Le h-éiriġe na gréine, ṫáinig an sean ríġ ⁊ duḃairt: "Tá sé i n-am duit dul i gcionn d'oibre."

"Ní'l deifir ar biċ orm," ar san mac ríġ, 'mar tá fios agam go dtig liom m'obair laé ḋeunaṁ go réiḋ."

Ċuaiḋ sé go bruaċ an loċa ann sin, aċt níor ḟeud sé cloċ d'ḟeiceál, ḃí an t-uisge ċoṁ duḃ sin. Ṡuiḋ sé síos ar ċarraig; agus níor ḃfada go dtáinig Fionnġuala, buḋ h-é sin ainm inġine an tsean ríġ, ċuige, agus duḃairt: "Cad tá agad le deunaṁ andiú?" D'innis sé ḋí, agus duḃairt sí: "Ná bíoḋ brón ort; tig liom-sa an obair sin ḋeunaṁ duit." Ann sin ṫug sí ḋó arán, mairt-ḟeóil, agus caoir-ḟeóil agus fíon. Ann sin ṫarraing sí amaċ an tslaitín draoiḋeaċta, ḃuail uisge an loċa léiṫe, agus faoi ċeann móimid ḃí an sean-ċaisleán ar bonn mar

ḃí sé an lá roiṁe. Ann sin duḃairt sí leis: “Ar d'anam, ná h-innis do m'aṫair go ndear-naiḋ mise an obair seo ḋuit, nó go ḃfuil eólas ar biṫ agad orm.”

Tráṫnóna an laé sin, ṫáinig an sean ríġ agus duḃairt, “Feicim go ḃfuil obair an laé deunta agad.”

“Tá,” ar san mac ríġ, “obair ḟói-ḋeunta í sin!”

Ann sin ṡaoil an sean ríġ go raiḃ níos mó ċúṁaċt draoiḋeaċta ag an mac ríġ 'ná do ḃí aige féin, agus duḃairt sé: “Ní'l aċt aon rud eile agad le deunaṁ.” Ṫug sé a-ḃaile ann sin é, ⁊ ċuir sé é le codlaḋ i ngaḃlóig an ċrainn, aċt ṫáinig Fionnġuala ⁊ ċuir sí in a seomra féin é, agus ar maidin, ċuir sí amaċ arís ar an gcrann é. Le h-éirġe na gréine, ṫáinig an sean ríġ ċuige agus duḃairt leis: “Tar liom go dtaisbéanfaiḋ mé ḋuit d'obair laé.”

Ṫug sé an mac ríġ go gleann mór, agus ṫais-béan dó tobar, ⁊ duḃairt: “Ċaill mo ṁáṫair-ṁór fáinne in san tobar sin, agus fáġ ḋam é seal má dtéiḋ an ġrian faoi, tráṫnóna.”

Anois ḃí an tobar so ceud troiġ ar ḋoiṁne agus fiċe troiġ timċioll, agus ḃí sé líonta le uisge, agus ḃí arm as ifrionn ag faire an ḟáinne.

Nuair d'imṫiġ an sean ríġ, ṫáinig Fionnġuala agus d'ḟiafruiġ, “Cad tá agad le deunaṁ andiú?” D'innis sé ḋí, agus duḃairt sí, “Is deacair an obair í sin, aċt deunfaiḋ mé mo

ḋiṫċioll le do ḃeaṫa do ṡáḃáil." An sin ṫug sí ḋó mairtḟeóil, arán, agus fíon. Rinne sí rideaċ* ḋí féin agus ċuaiḋ síos 'san tobar. Níor ḃfada go ḃfacaiḋ sé deataċ agus tinnteaċ ag teaċt amaċ as an tobar, agus torann ann mar toirneaċ árd, agus duine ar biṫ do ḃeiḋeaḋ ag éisteaċt leis an torann sin ṡaoilfeaḋ sé go raiḃ arm ifrinn ag troid.

Faoi ċeann tamaill, d'imṫiġ an deataċ, ċoisg an tinnteaċ agus an toirneaċ, agus ṫáinig Fionnġuala aníos leis an ḃfáinne. Ṡeaċaid sí an fáinne do ṁac an ríġ, agus duḃairt sí: "Ġnóṫaiġ mé an caṫ, ⁊ tá do ḃeaṫa sáḃálta, aċt feuċ, tá laiḋirín mo láiṁe deise briste. Aċt b'éidir gur áḋaṁail an níḋ gur briseaḋ é. Nuair ṫiucfas m'aṫair, ná taḃair an fáinne ḋó, aċt bagair é go cruaiḋ. Béarfaiḋ sé ṫú ann sin le do ḃean do ṫoġaḋ, agus seó an ċaoi ḋeunfas tú do roġa. Béiḋ mise agus mo ḋeirḃṡiúraċa i seomra, béiḋ poll ar an doras, ⁊ cuirfimíd uile ár láṁa amaċ mar ċruimisgín. Cuirfiḋ tusa do láṁ tríd an bpoll, agus an láṁ ċongḃóċas tú gréim uirri nuair ḟosgólaiḋ m'aṫair an doras, is í sin láṁ an té ḃeiḋeas agad mar ṁnaoi. Tig leat mise d'aiṫne ar mo laiḋirín briste."

"Tig liom, agus gráḋ mo ċroiḋe ṫú, a Ḟionnġuala," ar san mac ríġ.

Tráṫnóna an lae sin, ṫáinig an sean-ríġ agus

* Rideaċ no ruideaċ = "Crotaċ marḃ," sórt éin uisge.

d'ḟiafruiġ: "An ḃfuair tú fáinne mo ṁáṫar-ṁóire?"

"Fuairear go deiṁin," ar san mac ríġ; "ḃí arm 'gá ċúṁdaċ ar ifrionn, aċt ḃuail mise iad, agus ḃuailfinn a seaċt n-oireaḋ. Naċ ḃfuil fios agad gur Connaċtaċ mé?"

"Tabair ḋam an fáinne," ar san sean ríġ.

"Go deiṁin, ní ṫiubrad," ar seisean; "ṫroid mé go cruaiḋ ar a son; aċt tabair ḋaṁ-sa mo ḃean. Teastaiġ' uaim ḃeiṫ ag imṫeaċt."

Ṫug an sean ríġ asteaċ é agus dubairt, "Tá mo ṫriúr ingean 'san seomra sin id' láṫair. Tá láṁ gaċ aoin aca sínte amaċ, agus an té ċong-ḃóċas tú gréim uirri go ḃfosgólaiḋ mise an doras, sin í do ḃean."

Ċuir an mac ríġ a láṁ tríd an bpoll do ḃí ar an doras, agus fuair sé gréim ar láiṁ an laiḋircín ḃriste, agus ċongḃaiġ gréim cruaiḋ air, gur ḟosgail an sean ríġ doras an tseomra.

"'S í seo mo ḃean," ar san mac ríġ; "tabair ḋam anois spré d'ingine."

"Ní'l de spré aici le fáġail aċt caoil-eaċ donn le sib do ṫabairt abaile, agus nár ṫagaiḋ sib ar ais, beó ná marḃ, go deó!"

Ċuaiḋ an mac ríġ ⁊ Fionnġuala ar marcuiġ-eaċt ar an gcaoil-eaċ donn; agus níor ḃfada go dtángadar go dtí an ċoill 'n ar ḟág an mac ríġ a ċú agus a seabac. Ḃí siad ann sin roiṁe, mar aon le na capall breáġ duḃ. Ċuir sé an t-eaċ caol donn ar ais ann sin. Ċuir sé Fionn-

ġuala ag marcuiġeaċt ar a ċapall, agus léim suas, é féin,

A ċú le n-a ċois,
A ṡeaḃac ar a ḃois,

agus níor stad sé go dtáinig sé go Ráṫ-Ċruaċáin.

Ḃí fáilte mór roiṁe ann sin, agus níor ḃfada gur pósaḋ é féin agus Fionnġuala. Ċaiṫ siad beaṫa fada féunṁar,—aċt is beag má tá lorg an tsean-ċaisleáin le fáġail andiú i Ráṫ-Ċruaċáin Ċonnaċt.



# MAC NA SGOLÓIGE AGUS AN GEARRÁN GLAS.*

In san aimsir fad ó, ḃí sgológ saiḋḃir 'na ċóṁnuiḋe i gCúige Múṁan. Ḃí aon ṁac aṁáin aige dar ḃ'ainm Taḋg. An oiḋċe do rugaḋ an mac óg ṫáinig sean ḃráṫair ċuige ċum an dorais, agus d'iarr lóistín oiḋċe i n-onóir do Ḋia.

"Ḃéarfainn sin duit agus fáilte," ar san sgológ, "aċt tá mo ḃean i dtinneas cloinne, agus ní'l aon duine agam le biaḋ do réiḋteaċ duit."

"Tá ḟios agam go maiṫ go ḃfuil tinneas cloinne ar do ṁnaoi—sin í an ocáid do ṫug ann so mé," ar san bráṫair. "Ní'l biaḋ ná deoċ ag teastál uaim; aċt abair le do ṁnaoi má ṫig léiṫe an ġeineaṁain do ċur ar gcúl go dtí uair an ṁeaḋon-oiḋċe, béiḋ mac iongantaċ aici, agus muna dtig léiṫe a ċur ar gcúl, béiḋ sé 'na amadán fad a ḃeaṫa."

"Tar asteaċ," ar san sgológ; "deunfaiḋ mé ḋuit ċoṁ maiṫ a's ṫig liom."

Ṫáinig an bráṫair asteaċ, ṫarraing amaċ sean-leaḃar, agus ṫosaiġ ag léiġeaḋ. Ċuaiḋ an sgológ ċuig a ṁnaoi agus d'innis dí an níḋ aduḃairt an sean-ḃráṫair. "Teiriġ ċuige," ar san ḃean, "agus abair leis suiḋe ar mo ṡon,

* Fuair mé an sgeul so ó Ṗróinsias O Conċuḃair i mB'l'áṫluain.

agus deunfaiḋ mise mo ḋiċċioll leis an ngein-eaṁain do ċur ar gcúl." Ṫosaiġ an sean-ḃráṫair ag guiḋe agus níor sguir go dtáinig an sgológ ċuige andiaiġ uaire an ṁeaḋon-oiḋċe, agus duḃairt go raiḃ mac óg ag a ṁnaoi. "Tá go maiṫ," ar san bráṫair.

Do baisteaḋ an t-oiḋre óg agus tugaḋ Taḋg mar ainm air. Nuair d'ḟás sé suas 'na ḃuaċaill óg, ḃí sé lúṫṁar láidir glic meisneaṁail.

Nuair ḃí sé bliaḋain agus fiċe, ḃí sé féin ⁊ a aṫair, tráṫnóna, 'na suiḋe 'san tiġ, nuair ḃeannuiġ an sean-ḃráṫair asteaċ, agus é beag-naċ cromṫa síos go talaṁ leis an aois. D'aiṫnig an sgológ é, agus ċuir fáilte roiṁe, ⁊ duḃairt leis suiḋe síos, agus go ḃfeudfaḋ sé fanaċt leó ċoṁ faḋa agus ḃeiḋeaḋ sé beó.

"Go deiṁin, ní ḃéiḋ mé a-ḃfaḋ ar an saoġal so," ar san sean-ḃráṫair.

"Bíoḋ sé faḋa no gearr," ar san sgológ, "Ní ḟágfaiḋ tú an teaċ so; agus nuair ġeoḃas tú bás cuirfimid ṫú go geanaṁail."

"Go raiḃ maiṫ agad," ar san sean-ḃráṫair. "Is dóiġ go mbéiḋ mo ṡeirḃís ag teastál san tiġ seó seal má go dti 'ḃfaḋ."

Ṫáinig an ḃean i láṫair ann sin, agus d'innis an sgológ di-se ⁊ do'n ṁac, go raiḃ an sean-ḃráṫair 'san tiġ nuair rugaḋ Taḋg óg, agus go mbuḋ h-é a ċoṁairle-sean an ġeineaṁain do ċur ar gcúl. D'éisteadar leis an sgeul, agus andiaiġ a ċlos, ḃí meas mór aca ar an sean-ḃráṫair.

An oiḋċe sin ċuadar uile a' codlaḋ i sláinte ṁaiṫ, aċt timċioll uaire an ṁeaḋon-oiḋċe, ṫáinig tinneas ar an sean sgolóig ⁊ ar a ṁnaoi. Ṁúsgail Taḋg óg an sean-ḃráṫair ⁊ duḃairt leis go raiḃ a aṫair agus a ṁáṫair i rioċt báis. Ċuaiḋ an bráṫair ċuca, aċt is ar éigin do ḃí an t-am aige leis an ola ḋéiġeanaċ do ċur orra nuair fuair siad bás.

Ḃí brón mór ar Ṫaḋg óg. Ḃí sé fágṫa leis féin gan aṫair gan ṁáṫair. Ċuir sé an sean-lánaṁain go geanaṁail, aċt ní leigfeaḋ sé do'n tsean-ḃráṫair imṫeaċt uaiḋ, ċor ar biṫ, agus buḋ ġnáṫaċ leis a ċóṁairle do leanaṁaint ins gaċ uile niḋ.

Ċuaiḋ gaċ uile ṡórt ar aġaiḋ go maiṫ le Taḋg go ḃfuair an sean-ḃráṫair bás.

Ḃí dá láir déag ag Taḋg óg. Agus ḃí súil aige go mbeiḋeaḋ searraċ aige as gaċ aon aca. Aon lá aṁáin, ċuaiḋ sé amaċ le aṁarc do ḃeiṫ aige ar na láraċaiḃ, agus, feuċ! ḃí searraċ ag gaċ uile láir. Aċt buḋ hé an niḋ is mó do ċuir iongantas air, nuair ċonnairc sé aon searraċ aca ċoṁ glas le féar an ġuirt. Ċuaiḋ Taḋg óg le breaṫnuġaḋ air, nuair laḃair an searraċ agus duḃairt: "Ná bíoḋ faitċios ná iongantas ort dem' ṫaoiḃ-se. Má ġlacann tú mo ċóṁairle, cuirfiḋ mise ar ḃealaċ do leasa ṫú."

"Cad é an ċóṁairle agad le taḃairt dam?" ar sa Taḋg óg.

"Ins an gceud áit," ar san searraċ, "éist liom tamall beag. Ḃéiḋ tú boċt sul ḃéiḋeas

seaċt mbliaḋna ṫart ó'n lá so—tá sé i ndán duit, agus ní ṫig leat dul uaiḋ. Caiṫfiḋ tú do ṫeaċ agus do ṫalaṁ ḋíol, agus imṫeaċt ar siúḃal ag iarraiḋ seirḃís mar ḟear boċt. Anois, marḃaiġ na searraiġ eile, agus fág bainne na láir uile ḋam féin go mbéiḋ mé ré míosa d'aois, ann sin geoḃaiḋ siad bás; aċt deunfaiḋ mise níos mó oibre ḋuit 'ná an t-iomlán. Bain ruainne as mo ruball (earball) agus buail na searraiġ eile leis. 'Na ḋiaiġ sin aṫróċaiḋ mise mo ḋaṫ, agus béiḋ mé mo ṡearraċ dear."

Nuair ċualaiḋ Taḋg sin, ċuaiḋ sé anonn, ⁊ ḃain sé ruainne as an searraċ agus ḃuail sé na searraiġ eile leis, agus ṫuit gaċ aon aca marḃ. Ann sin d'aṫraiġ an searraċ glas a ḋaṫ, agus ní ḟacaiḋ aon neaċ riaṁ searraċ ċoṁ dear leis.

'Na ḋiaiġ sin, ċuaiḋ gaċ níḋ anaġaiḋ Taiḋg óig. Fuair a ċuid bó agus caora bás, ⁊ b'éigin dó an talaṁ agus na capaill do ḋíol, agus ní raiḃ aon níḋ aige anois aċt an gearrán.

Aon lá aṁáin, nuair ḃí bunáit seaċt mbliaḋna imṫiġṫe ṫart, duḃairt an gearrán le Taḋg óg: "Caiṫfiḋ mé imṫeaċt uait; abair leis na cóṁarsannaiḃ go ndeaċaiḋ mé amúġ', agus go gcaiṫfiḋ tú dul dom' ṫóruiġeaċt. Nuair raċas tú ar siúḃal, taḃair d'aġaiḋ ar ċaisleán an ríġ, ⁊ iarr seirḃís air. Fiafróċaiḋ sé ḋíot créad ṫig leat ḋéanaṁ. Abair leis: níḋ ar biṫ dá' ndearnaiḋ fear ariaṁ. Ann sin deunfaiḋ sé margaḋ leat, is é sin—má ḋeunann tusa gaċ uile níḋ

orḋóċas sé ḋuit ar feaḋ sé mí go bḟuiġfiḋ tú do ṁeaḋaċain féin d'ór buiḋe. Deun an margaḋ sin leis. Aċt déarfaiḋ sé leat muna dtig leat gaċ uile níḋ orḋóċas sé ḋuit ḋeunaṁ, go gcaillfiḋ tú do ċeann. Abair leis go bḟuil tú sásta. Ḃí mise i gcaisleán an ríġ agus ċuir mé a ċuid capall faoi ḋraoiḋeaċt, agus, ó soin, ní ṫig le duine ar biṫ iad ṫaḃairt amaċ as an stábla. Sé an ċeud níḋ iarrfas sé ort, na capaill do ṫaḃairt amaċ le uisge d'ól. Béiḋ mise taoḃ istiġ de'n doras; cinnir amaċ mé agus leanfaiḋ h-uile ċapall 'san stábla mé; ⁊ deunfad h-uile níḋ ḋuit mar orḋóċas an ríġ, aċt ná dearmad greim le n'iṫe do ṫaḃairt ċugam h-uile am ġeoḃas tú faill, agus congḃaiġ an rún agad féin."

"Deunfad gaċ uile níḋ mar deir tú," ar sa Taḋg óg.

"Slán leat go bḟeicfiḋ mé ṫú arís," ar san gearrán, agus leis sin d'imṫiġ sé as aṁarc.

Ar maidin, lá ar na ṁáraċ, rinne Taḋg óg tuairisg ameasg na gcóṁarsan an bḟacaiḋ siad an gearrán, aċt ní ḟacaiḋ aon duine é. "Tá sé imṫiġṫe ar seaċrán, agus caiṫfiḋ mé dul d'á ṫóruiġeaċt," arsa Taḋg. D'imṫiġ sé ar siúḃal ann sin, agus ṫug aġaiḋ ar ċaisleán an ríġ. Nuair ṫáinig sé ċoṁ fada leis an gcaisleán, ċonnairc sé an ríġ agus d'iarr sé seirḃís air.

"Créad ṫig leat ḋeunaṁ?" ar san ríġ.

"Níḋ ar biṫ tá ar ċúṁaċt fir ḃeó," ar sa Taḋg óg.

"Dar m'ḟocal, tá ciall in do leiṫéid," ar san riġ, "agus deunfaiḋ mé margaḋ leat: Má ṫig leat h-uile níḋ orḋóċas mise ḋuit ar feaḋ sé mí do ḋeunaṁ, ḃéarfaiḋ mise do ṁeaḋaċan féin d'ór buiḋe ḋuit, aċt má ṫeipeann sé ort sin do ḋeunaṁ, caillfiḋ tú do ċeann."

"Táim sásta," ar sa Taḋg óg.

"Teiriġ asteaċ 'san stábla agus taḃair mo ċapaill ċum an tsroṫa sin atá ós cóṁair an ċaisleáin, agus leig dóiḃ uisge d'ól."

Ċuaiḋ Taḋg ċum an stábla, agus duḃairt a ġearrán féin leis: "Atáim ann so. Deun mar duḃairt mé leat."

Ċinnis Taḋg óg an gearrán amaċ agus ní raiḃ capall 'san stábla nár lean é. Ḃí iongantas mór ar an riġ nuair ċonnairc sé Taḋg óg agus na capaill; mar nár ḟeud an méad fear do ḃí aige iad do ṫaḃairt amaċ ar feaḋ seaċtṁaine roiṁe sin. Nuair d'ól siad a sáiṫ, ċinnis sé an gearrán ar ais, agus lean an ċuid eile é.

Ġlaoḋ an riġ ar Ṫaḋg agus duḃairt leis, "Is tú an fear is fearr do ḃí in mo ṡeirbís le tamall fada. Téiḋ anois ⁊ fáġ níḋ le n-iṫe, ⁊ nuair ḃéiḋeas tú réiḋ, tar ċugam-sa; teastuiġeann uaim tú do ċur ar ṫeaċtaireaċt."

Ċuaiḋ Taḋg óg asteaċ, d'iṫ agus d'ól a ṡáiṫ, ⁊ níor ḋearmaid giota maiṫ aráin do ṫaḃairt do'n ġearrán; ann sin ċuaiḋ sé ċuig an riġ ⁊ duḃairt leis, "Táim réiḋ anois."

"Maiṫ go leór," ar san ríġ. "Teiriġ ċuig caisleán Ḃranduiḃ agus taḃair inġean atá aige ċugam go bpóṡfaiḋ mé í."

"Is fada an t-aisteaṙ é sin, do ḋul ann ag coisiḋeaċt," ar Taḋg óg; "b'éidir go dtiuḃrá capall dam."

"Tig leat do roġa de na caplaiḃ ṫaḃairt leat," ar san ríġ.

Ċuaiḋ Taḋg óg agus d'innis do'n ġearrán an níḋ do ḃí aige le deunaṁ.

"Is sói-ḋeunta an níḋ é sin," ar san gear-rán. "Taḃair mise leat agus ní ċlisfiḋ mé ort."

"Gan aṁras," ar sa Taḋg, "is tusa ḃéarfas mé liom."

"Maiṫ go leór," ar san gearrán; "cinnir mé amaċ, aċt ná teiriġ ag marcuiġeaċt orm go dtéiḋ tú as aṁarc muintire an ċaisleáin, ann sin teiriġ ag marcuiġeaċt, agus ní ḃéiḋ mé a ḃfad ag dul go Caisleán Ḃranduiḃ; ḃí mé ann go minic. Nuair raċfas muid [sinn] go geata an ċaisleáin, tuirling, agus feicfiḋ tú inġean an ríġ ag siúḃal taoḃ-astiġ de'n ġeata, agus iarrfaiḋ sí ort leigeann dí marcuiġeaċt do ḃeiṫ aici orm-sa. Cuir ar mo ḋruim í, agus léim suas taoḃ-ṡiar dí, ṫú féin, agus ní ḃéiḋ mise a-ḃfad ag dul ar ais."

Ċinnir Taḋg óg an gearrán amaċ ⁊ siúḃal le le na ṫaoiḃ go ndeaċaiḋ sé as aṁarc muintire an ċaisleáin. Ann sin léim sé suas, ⁊ d'imṫiġ an gearrán mar an ġaoṫ, agus faoi ċeann dá

uair ḃí sé ag geata caisleáin Ḃranduiḃ. Ṫuir-ling sé, ⁊ faoi ċeann cúpla móimid, ċonnairc sé inġean an ríġ ag siúḃal taoḃ-astiġ de'n ġeata. Níor ḃfada go dtáinig sí ċuige agus d'iarr air leigean dí marcuiġeaċt do ḃeiṫ aici ar a ġearrán deas.

"Leigfead, agus fáilte," ar Taḋg óg, d'á cur suas, agus léim sé féin suas taoḃ-ṡiar dí. Ḃuail an gearrán an bóṫar; agus ċoṁ tapa agus d'imṫiġ sé, ṫáinig sé ar ais níos tapa. Nuair ḃí sé i ngar do ḃaile, ṫuirling Taḋg, ⁊ rug sé inġean Ḃranduiḃ i láṫair an ríġ, agus duḃairt leis, "Seó ḋuit anois inġean Ríġ Laiġean."

"Ní mór le ráḋ é, aċt is tusa an fear is fearr do ḃí in mo ṡeirḃís ariaṁ, agus fáġ sagart anois go bpósfaiḋ sé sinn," ar san ríġ.

"Ní ṫig liom pósaḋ go ḃfáġ' mé na h-éadaiġ atá i mbosca in mo ṡeomra insan mbaile," ar sise.

"Imṫiġ, a Ṫaiḋg óig, agus fáġ ḋúinn bosca na mná-uaisle seo," ar san ríġ.

"Taḃair am dam le biaḋ do ċaṫaḋ," ar Taḋg óg.

"Ní ṫig leis an bosca d'ḟáġail go mbéiḋ mé féin i láṫair," ar sa inġean an ríġ.

"Má tá sé in san gcaisleán geoḃaiḋ mise é," ar Taḋg óg.

D'iṫ sé biaḋ, agus ṫug sé leaṫ-ḃuillín aráin ċuig an ngearrán, agus d'innis dó an niḋ do ḃí aige le deunaṁ.

"Oċ, is foras é sin do ḋeunaṁ," ar san gearrán, "cinnir amaċ mé, ⁊ teiriġ ag marcuiġeaċt orm. Nuair raċfas muid [sinn] go dorus mór caisleáin Ḃranduiḃ, tarraing amaċ corca beag atá in mo ċluais ċlé, agus caiṫ isteaċ 'san halla e. Faoi ċeann móimide, béiḋ an caisleán le teine. Tosóċaiḋ na searḃḟóg-antaiḋ ag cur amaċ an trosgáin, agus an dara bosca ṫiucfas amaċ beir air, agus léim suas ar mo ṁuin, agus ní ḃéiḋ mise a-ḃfad ag teaċt ar ais."

Ċinnir Taḋg óg an gearrán amaċ, ċuaiḋ ag marcuiġeaċt air, agus ní raiḃ sé a-ḃfad ag dul go caisleán ríġ Laiġean. Ṫuirling Taḋg óg, ṫarraing amaċ an corca, agus ċaiṫ isteaċ san halla é. Faoi ċeann móimid' ḃí an caisleán le teine. Ṫosaiġ na searḃḟóġantaiḋ ag caṫaḋ amaċ trosgáin, agus an dara bosca do ṫáinig amaċ fuair Taḋg greim air. Léim sé suas ar an ngearrán, agus níor ḃfada go raiḃ sé ar ais agus go dtug sé an bosca do'n ríġ.

"Anois," ar sé, "ḃfuil aon leiṫ-sgeul agad gan mé do ṗósaḋ?"

"Tá," ar sise, "ní ṫig liom pósaḋ go ḃfáġ' mé fáinne-pósta do ṫug mo ṁáṫair ṁór ḋam. Tá sé ag bonn tobair fíor-uisge i ngáirdín m'aṫar.

"Teiriġ, a Ṫaiḋg óig, agus fáġ an fáinne sin dam," ar san ríġ.

"Naċ dtig liom fanaṁaint go maidin," ar sa Taḋg óg.

"Tig leat," ar seisean, "teiriġ anois ⁊ leig do sgiṫ, aċt bí ar do ċois go moċ ar maidin."

An oiḋċe sin, ṫug Taḋg neart le n'iṫe do'n ġearrán agus ċuaiḋ 'na ċoḋlaḋ san mainséar. Ar maidin go moċ, d'éiriġ sé, ċinnir amaċ an gearrán, ċuaiḋ ag marcuiġeaċt air, agus níor ḃfada go raiḃ sé ag bruaċ an tobair i n-gáirdín ríġ Laiġean. Ann sin, ṫuirling sé, agus rinne an gearrán cearc-uisge ḋé féin, agus ċuaiḋ síos go bonn an tobair, agus ṫóg suas an fáinne leis. Rinne sé gearrán ḋé féin arís agus duḃairt, "Léim suas." Rinne Taḋg aṁlaiḋ, agus níor ḃfad go raiḃ siad ar ais ag caisleán an ríġ. Ṫug Taḋg óg an fainne ḋó, agus duḃairt:

"B'éidir go ḃfuil leiṫsgeul eile aici anois."

"Ní'l fios agam," ar san ríġ, "fan go ḃfeicfiḋ mé."

Ṫug sé an fáinne ḋi, agus d'iarr an raiḃ aon leiṫsgeul eile aici gan a ṗósaḋ.

"Tá," ar sise, "ní ṫig liom ṫú ṗósaḋ go gcuirfiḋ tú cill ar bonn, amuiġ 'san ḃfairrge, míle ó'n tráiġ, nuair ḋeunfas tú sin, pósfaiḋ mé ṫú."

Ċuir an ríġ fios ar Ṫaḋg óg agus d'innis ḋó an níḋ do ḃí aige le deunaṁ. "Ní iarrfaiḋ mé aon níḋ eile ort agus ḃéarfaiḋ mé iomlán do ṫuarasdail duit," ar seisean.

"Maiṫ go leór," ar Ṫaḋg, "béiḋ iarraiḋ agam le n-a ḋeunaṁ amáraċ."

An oiḋċe sin, ṫug sé neart le n'iṫe do'n ġearrán, agus d'innis dó an níḋ do ḃí aige le deunaṁ.

"Maiṫ go leór," ar san geárrán, "cuirfiḋ an lá amáraċ críoċ ar do ṫrioblóid-se agus ar mo ṫrioblóid-se. Ar maidin amáraċ, teiriġ ag marcuiġeaċt orm-sa, agus tabair m' aġaiḋ ar an ḃfairrge, agus deunfaiḋ mise an obair. Innseóċaiḋ mé ḋuit-se 'na ḋiaiġ sin, créad is éigin duit-se do deunaṁ."

Ar maidin, go moċ, ċinnir Taḋg óg an geárrán amaċ, ċuaiḋ ag marcuiġeaċt air, agus ṫug aġaiḋ ar an ḃfairrge. Nuair ṫáinig sé go bruaċ an uisge, duḃairt sé le Taḋg óg láṁ do ċur in a ċluais ḋeis, agus cloċ ḃeag agus sprúille gainniṁ do ḃí innti do ċaṫaḋ 'san uisge. Rinne Taḋg óg aṁlaiḋ, agus ní ḟaċaiḋ súil ariaṁ droiċead ċoṁ breáġ agus d'éiriġ suas 'san ḃfairrge. D'imṫiġ an geárrán ar aġaiḋ fad míle, ann sin ċas sé ṫart, ḃuail le n-a ċois agus le casaḋ do láiṁe ḃí an ċill ar bonn; ann sin duḃairt sé le Taḋg óg "Tiomáin a-ḃaile, agus abair leis an ríġ go ḃfuil an obair deunta. Déarfaiḋ seisean leat a ċapla [ċapaill] agus a ċóirte d'ḟáġail réiḋ, agus ar do ḃeaṫa ná dearmaid mise do ċur faoi an gcóirte."

Ċuaiḋ Taḋg óg ċuig an ríġ agus duḃairt, "D'éiriġ liom, tá an ċill ar bonn."

"Teiriġ agus fáġ mo ċóirte agus mo ċapla [ċapaill] réiḋ," ar san ríġ.

Fuair Taḋg óg an cóirte agus na capla réiḋ, agus ḃí cinnte nár ḋearmaid sé an geárrán do ċur faoi an gcóirte. Ann sin ṫug sé an cóirte

go doras mór an ċaisleáin agus níor ḃfada go dtáinig an ríġ agus an ḃean óg amaċ, agus ċuadar asteaċ 'san gcóiste. Ṫiomáin Taḋg óg go dtángadar go bruaċ na fairrge, agus nuair ċonnaic an ríġ agus an ḃean óg an droiċead breáġ, ṫángadar amaċ as an gcóiste le aṁarc do beiṫ aca air. Ḃíodar ag siúḃal le ċéile ar an droiċead, nuair ċuir an ḃean óg a guala anaġaiḋ gualann an ríġ agus ċaiṫ asteaċ 'san ḃfairrge é. Ní ḟacaiḋ aon neaċ é agus ní ċualaiḋ sgeul uaiḋ ó ṡoin.

Léim an gearrán amaċ as an gcóiste ⁊ rinne fear óg dé féin. Ḃí sé ċoṁ cosṁúil leis an ríġ naċ ḃfeudfaḋ duine ar biṫ iad d'aiṫne ó ċéile.

D'ḟill siad uile a-ḃaile, agus ṡaoil gaċ uile ḋuine guraḃ é an ríġ do ḃí ann. Ċuireadar fios ar ṡagart agus posaḋ iad. D'ḟan Taḋg óg in san gcaisleán leó, agus caiṫ se beaṫa ḟada ṡona, agus níor innis sé a rún d'aon neaċ go raiḃ sé ag fáġail ḃáis. Ann sin d'innis sé é, nó ní ḃeiḋeaḋ sé againn-ne.

# COIRNÍN NA H-AITINNE.*

A ḃfad ó ṡoin, in san t-sean-aimsir, ḃí bain-treaḃaċ darḃ' ainm Bríġid Ní Ġrádaiġ, 'na cóṁnuiḋe i gCondaé na Gaillime. Ḃí aon ṁac aṁáin aici dar ḃ'ainm Tadġ. Rugaḋ é mí tar éis báis a aṫar i lár coille bige aitinne do ḃí ag fás ar ṫaoiḃ ċnuic i ngar do'n tiġ. Ar an áḋḃar sin, ġáir na daoine Coirnín na h-Aitinne mar leas-ainm air. Ṫáinig tinneas obann ar an mnaoi ḃoiċt nuair ḃí sí ag seólaḋ na mbó suas ar ṫaoiḃ an ċnuic.

Nuair rugaḋ Tadġ ḃí sé 'na naoiḋeanán breáġ, agus ṁéadaiġ sé go maiṫ go raiḃ sé ceiṫre bliaḋna d'aois, aċt ó'n am sin amaċ níor ḟás sé ordlaċ go raiḃ sé trí bliaḋna deug, no níor ċuir sé cos faoi le coiscéim do ṡiúḃal, aċt d'ḟeudfaḋ sé imṫeaċt go tapa go leór ar a ḋá láiṁ agus ar a ṫaoiḃ ṡiar, agus dá gcluinfeaḋ sé aon duine ag teaċt ċum an tiġe, do ḃuailfeaḋ sé a ḋá láiṁ faoi, agus do raċaḋ sé d'aon léim aṁáin ó'n teine go dtí an doras; agus do ċuirfeaḋ ceud míle fáilte roiṁ an té ṫáinig. Ḃí gean mór ag aois óig an ḃaile air, mar do ġeiḃeaḋ siad greann mór as, gaċ uile oiḋċe. Ó'n am ḃí sé seaċt mbliaḋna d'aois, ḃí sé deasláṁaċ agus úsáideaċ d'á ṁáṫair agus d'á ṁáṫair-ṁóir do ḃí 'na cóṁnuiḋe i n-aon tiġ

Ó Ṗróinsias O Connċúḃair do fuair mé an sgéal so

leis. In san ḃfóġmar, ṫéiḋeaḋ sé ar a láṁaiḃ agus ar a ṫaoiḃ-ṡiar suas ar ṫaoiḃ an ċnuic, ⁊ bíoḋ ag iṫe bláṫ na h-aitinne mar ġaḃar. Ḃí aḃann ḃeag ann, idir an teaċ agus an cnoc, agus do raċaḋ sé de léim ṫar an aḃainn ċoṁ h-aéreaċ le geirrḟiaḋ.

Ḃuḋ ṡean-ġogaide an ṁáṫair-ṁór. Ḃí sí boḋar agus beag-naċ balḃ, agus b'iomḋa troid do ḃíoḋ aici féin agus ag Taḋg.

Aon lá aṁáin, duḃairt an ṁáṫair le Taḋg, "Caiṫfiḋ mé, a Ṫaiḋgín, tóin leaṫar ċur ar do ḃrístiḃ; tá mé sgriosta ag ceannaċ bréidín, agus nuair ḃéiḋeas sé deunta agam caiṫfiḋ tú dul go tailliúir le ceird d'ḟoġluim."

"Dar m'ḟocal," ar sa Taḋg, "ní h-é sin an ċeird ḃéiḋeas agam. Ní'l in san tailliúir aċt an naoṁaḋ cuid d'ḟear. Má ṫugann tú ceird ar biṫ ḋam, deun píobaire ḋíom—tá spéis ṁór agam in san gceól."

"Bíoḋ mar sin," ar san ṁáṫair.

An lá 'na ḋiaiġ sin, ċuaiḋ sí ċum an ḃaile ṁóir leis an leaṫar d'ḟáġail, agus nuair fuair buaċaillíḋ beaga an ḃaile go raiḃ an ṁáṫair imṫiġṫe, fuaradar poc gaḃair do ḃí ag Páidín Bacaċ O Ceallaiġ, agus ċuir siad Coirnín ag marcuiġeaċt air. As go bráṫ leis an bpoc, ag meigilt ċoṁ h-árd agus d'ḟeud sé, ⁊ Coirnín ar a ṁuin ag sgreadaoil mar ḋuine as a ċéill, le faitċios go dtuitfeaḋ sé, agus buaċaillíḋ an ḃaile 'na ḋiaiġ. Ṫug an poc aġaiḋ ar ḃoṫán Ṗáidín, agus nuair ċonnairc Páidín an poc ⁊

a ṁarcaċ ag teaċt, ṡaoil sé gur b'é an sean-ḃuaċaill do ḃí ag teaċt 'na ċoinne. Níor ṡiúḃail Páidín coiscéim le seaċt mbliaḋanaiḃ roiṁe sin, aċt, nuair ċonnaic sé an poc ag teaċt isteaċ ar an doras, ċuaiḋ sé d'aon léim amaċ ar an ḃfuinneóig, agus ġáir sé ar na cóṁarsannaiḃ é do ṡáḃáil o'n diaḃal do ḃí 'na ḋiaiġ.

Ḃí na buaċaillíḋ ag gáiriḋe ⁊ ag greadaḋ bos gur ċuir siad an poc ar mire, agus amaċ arís leis as an teaċ. Nuair ċonnaic Páidín é ag teaċt an dara uair, as go bráṫ leis, agus an poc agus Coirnín ar a ṁuin 'na ḋiaiḋ. Ḃí aḋarca fada ar an bpoc, agus ḃí greim an ḟir ḃáiḋte ag Coirnín orra. Ṫug Páidín aġaiḋ ar Ġailliṁ, agus an poc d'á leanaṁaint. D'éiriġ an ġáir agus ṫáinig daoine na mbailte ar gaċ taoiḃ de'n ḃóṫar amaċ, agus a leiṫéid de ġáirṫaoil ní raiḃ ariaṁ i gcondaé na Gailliṁe. Níor stad Páidín go ndeaċaiḋ sé isteaċ i gcaṫair na Gailliṁe agus an poc ⁊ a ṁarcaċ le na sálaiḃ. Ḃuḋ lá margaiḋ é agus ḃí na sráideanna líonta le daoiniḃ. Ṫosaiġ Páidín ag glaoḋaċ agus ag gárṫaoil ar na daoiniḃ é do ṡáḃáil agus ḃí siad-san ag deunaṁ magaiḋ faoi. Ċuaiḋ sé suas sráid agus anuas sráid eile, agus ḃí ag imṫeaċt go raiḃ an ġrian ag dul faoi 'san tráṫnóna.

Ċonnaic Coirnín úḃla breáġa ar ċlár, agus sean-ḃean anaice leó, agus ṫáinig dúil ṁór air, cuid de na n-úḃlaiḃ do ḃeiṫ aige. Sgaoil sé a

ġreim ar aḋarcaiḃ an ṗuic agus ċuaiḋ sé de léim ar ċlár na n-úḃall. As go bráṫ leis an t-sean-ḃean agus d'ḟág sí na h-úḃla 'na diaiġ, óir ḃí sí leaṫ-ṁarḃ leis an sgannraḋ.

Níor ḃfada ḃí Coirnín ag iṫe na n-úḃall nuair ṫáinig a ṁáṫair i láṫair, agus nuair ċonnairc sí Coirnín, ġearr sí lorg na croise uirri féin, ⁊ duḃairt, "I n-ainm Dé, a Ċoirnín, cad do ṫug ann so ṫú?"

"Fiafruiġ sin de Ṗáidín O Ceallaiġ agus d'á ṗoc gaḃair; tá an t-áḋ ort, a ṁáṫair, naċ ḃfuil mo ṁuineul briste."

Ċuir sí Coirnín asteaċ in a práisge agus ṫug aġaiḋ ar an mbaile.

Aċt is aisteaċ an níḋ ṫárla do Ṗáidín O Ceallaiġ. Nuair sgar Coirnín leis an bpoc, lean sé Ṗáidín amaċ ar an mbóṫar mór, ṫáinig suas leis, ċuir a ḋá aḋairc faoi, ċaiṫ ar a ḋruim é, agus níor ṡeas go dtáinig sé a-ḃaile. Ṫuirling Ṗáidín ag an doras, agus ṫuit an poc marḃ ar an tairsiġ. Ċuaiḋ Ṗáidín 'ná ċodlaḋ, óir ḃí sé leaṫ-ṁarḃ agus ḃí sé mall 'san oiḋċe, agus nuair d'éiriġ sé ar maidin, ní raiḃ an poc le fáġail beó ná marḃ; agus duḃairt na daoine uile go mbuḋ ṗoc draoiḋeaċta do ḃí ann. Ar ċaoi ar biṫ ṫug sé coisiḋeaċt do Ṗáidín O Ceallaiġ, rud naċ raiḃ aige le seaċt mbliaḋnaiḃ roiṁe sin.

Ċuaiḋ an sgeul tríd an tír, go gcualaiḋ gaċ uile fear, bean, ⁊ páisde i gcondaé na Gailliṁe é, agus is iomḋa cur-síos do ḃí air, roiṁ tráṫ-

nóna an laé sin. Duḃairt cuid gur poc draoiḋeaċta do ḃí i bpoc Ṗáidín, ⁊ go raiḃ sé rann-ṗáirteaċ leis; duḃairt cuid eile go mbuḋ ḟear síḋe Coirnín, agus go mbuḋ ċóir a ḋóġaḋ.

An oiḋċe sin, d'innis Coirnín h-uile níḋ i dtaoiḃ na caoi do ṫug an poc go Gaillim é, ⁊ ṫáinig na buaċailliḋ go teaċ Ḃríġid Ní Ġrádaiġ, agus ḃí greann mór aca ag éisteaċt le Coirnín ag innsint i dtaoiḃ na marcuiġeaċta do ḃí aige go Gaillim ar ṁuin puic Ṗáidín Ní Ċeallaiġ, agus gaċ níḋ ṫárla leis ar feaḋ an laé.

An oiḋċe sin, nuair ċuaiḋ Coirnín ar a leabuiḋ, ṫáinig brón éigin air, agus i n-áit codalta ṫosaiġ sé ag seitríl. D'ḟiafruiġ a ṁáṫair ḋé créad do ḃí air. Duḃairt seisean naċ raiḃ fios aige. "Ní'l ort aċt seafóid," ar sise; "stop do ċuid seitríl, ⁊ leig dúinn codlaḋ." Aċt níor stop sé go maidin.

Ar maidin níor ḟeud sé greim d'iṫe, agus duḃairt sé le na ṁáṫair, "Raċad amaċ, go ḃfeicfiḋ mé an ndeunfaiḋ an t-aér maiṫ ḋam." "B'éidir go ndeunfaḋ," ar sise.

Leis sin, ḃuail sé a ḋá láiṁ faoi, agus ċuaiḋ d'aon leim aṁáin go dtí an doras, agus amaċ leis. Ṫug sé aġaiḋ ar na h-aiteannaiḃ, ⁊ níor stad go ndeaċaiḋ sé isteaċ 'na mearg. Ṡín sé é féin idir dá sgeaċ agus níor ḃfada go raiḃ sé 'na ċodlaḋ. Ḃí brionglóid aige go raiḃ an poc le n-a ṫaoiḃ, ag iarraiḋ caint do ċur air.

Ḋúisiġ sé, aċt i n-áit an ṗuic ḃí fear breáġ gruagaċ taoḃ leis, ⁊ duḃairt sé, "A Ċoirnín, ná bíoḋ eagla ort rómam-sa. Is caraid mé, ⁊ tá mé ann so le cómairle do leasa do ṫaḃairt duit, má ġlacann tú uaim í. Tá tú do ċláiríneaċ ó rugaḋ ṫú, ⁊ do ċúis-ṁagaiḋ ag buaċailliḃ an ḃaile. Is mise an poc gaḃair do ṫug go Gaillim ṫú, aċt tá mé aṫruiġṫe anois go dtí an rioċt in a ḃfeiceann tú mé. Ní ḟeudfainn an t-aṫruġaḋ d'ḟáġail go dtugfainn an ṁarcuiġeaċt sin duit, agus anois tá cúmaċt ṁór agam. D'ḟeudfainn do leasuġaḋ ar ball, aċt déarfaḋ na cómarsanna go raiḃ tú rann-ṗáirteaċ leis na siḋe, agus ní ḟeudfá an ḃaramail sin ḃaint díoḃ. Tá tú do ṡuiḋe anois go díreaċ in san áit ar rugaḋ ṫú, ⁊ tá pota óir i ḃfoigseaċt troiṫe dod' ṫaoiḃ-ṡiar, aċt ní'l tú le baint leis go fóil, mar ní ḟeudfá úsáid ṁaiṫ do ḋeunaṁ ḋé. Teiriġ a-ḃaile anois agus ar maidin amáraċ, abair le do ṁáṫair go raiḃ brionglóid ḃreáġ agad go raiḃ luiḃ ag fás le cois na h-aiḃne do ḃéurfaḋ siúbal agus lúṫ ḋuit; abair an rud ceudna léi trí ṁaidin andiaiġ a ċéile, agus creidfiḋ sí go ḃfuil sé fíor. Nuair raċas tú ag tóruiġeaċt na luiḃe geoḃaiḋ tú í ag fás taoḃ-ṡíos de'n ċloiċ ṁóir niġeaċáin atá ag bruaċ na h-aiḃne; taḃair leat í agus bruiṫ í, agus ól an súġ, agus béiḋ tú ionnán rása do riṫ anaġaiḋ buaċaill ar biṫ in san bparráiste. Béiḋ iongantas ar na daoiniḃ i dtosaċ, aċt ní ṁairfiḋ sin a-ḃfad. Béiḋ tú

trí bliaḋna déag an lá sin. Tar 'san oiḋċe ċum na h-áite seo; béiḋ an pota óir tógṫa agam-sa, aċt ar do ḃeaṫa congḃaiġ d'inntinn agad féin, agus ná h-innis do ḋuine ar biṫ go ḃfacaiḋ tú mise. Imṫiġ anois. Slán leat."

Ġeall Coirnín go ndeunfaḋ sé gaċ níḋ duḃairt an gruagaċ beag léis, ⁊ ṫáinig sé a-ḃaile lúṫġáireaċ go leór. Ḃreaṫnaiġ an ṁáṫair naċ raiḃ sé ċoṁ gruamaċ agus ḃí sé sul má ndeaċaiḋ sé amaċ, agus duḃairt sí, "Saoilim, a ṁic, go ndearnaiḋ an t-aér maiṫ ḋuit."

"Rinne go deiṁin," ar seisean, "agus tabair rud le n'iṫe ḋam anois."

An oiḋċe sin, i n-áit do ḃeiṫ ag seitríl, ċodail sé go breáġ, agus ar maidin duḃairt sé le n-a ṁáṫair, "Ḃí brionglóid ḃreáġ agam aréir, a ṁáṫair."

"Ná tabair aon áird ar ḃrionglóid," ar san ṁáṫair; "is contrálta tuiteann siad amaċ."

Ċaiṫ Ċoirnín an lá ag smuaineaḋ ar an gcóṁráḋ do ḃí aige leis an ngruagaċ beag, ⁊ ar an saiḋḃreas mór do ḃí le fáġail aige. Ar maidin, lá ar na ṁáraċ, duḃairt sé le n-a ṁáṫair, "Ḃí an ḃrionglóid ḃreág sin agam aréir arís."

"Go méadaiġiḋ Dia an ṁaiṫ, ⁊ go laġdaiġiḋ Sé an t-olc," ar san ṁáṫair; "ċualaiḋ mé go minic dá mbeiḋeaḋ an ḃrionglóid ċéadna ag duine trí oiḋċe andiaiġ a ċéile, go mbeiḋeaḋ sí fíor."

An tríoṁaḋ maidin, d'éiriġ Coirnín go moċ

agus duḃairt sé le n-a ṁáṫair, “Ḃí an ḃrionglóid ḃreáġ sin agam aréir arís, agus, ó ṫárla go dtáinig sé ċugam trí oiḋċe andiaiġ a ċéile, raċaiḋ mé le feuċaint ḃfuil aon ḟírinn innti. Ċonnairc mé luiḃ in mo ḃrionglóid do ḃéarfaḋ mo ṡiúḃal agus mo lúṫ ḋam.”

“An bfacaiḋ tú in san mbrionglóid cá raiḃ an luiḃ ag fás?” ar san ṁáṫair.

“Ċonnarcas go deiṁin,” ar seisean; “tá sí ag fás taoḃ leis an gloiċ ṁóir niġeaċáin atá ar ḃruaċ na h-aiḃne.”

“Go deiṁin, ní'l aon luiḃ ag fás anaice leis an gcloiċ niġeaċáin,” ar san ṁáṫair; “ḃí mé 'san áit sin go minic, agus ní ḟeudfaḋ sí ḃeiṫ ann a-gan-ḟios ḋam.”

“B'éidir gur ḟás sí ann ó ṡoin,” arsa Coirnín, “agus raċaiḋ mise dá tóraiġeaċt.”

Ḃuail sé a ḋá láiṁ faoi, agus ċuaiḋ d'aon léim aṁáin go dtí an doras, agus amaċ leis. Níor ḃfada go raiḃ sé ag an gcloiċ niġeaċáin, agus fuair sé an luiḃ. Ṫug sé léimeanna mar ḟiaḋ a mbeiḋeaḋ gaḋar 'ġá leanaṁaint, ag teaċt a-ḃaile le teann-lúṫġáire.

“A ṁáṫair,” ar seisean, “b'ḟíor ḋam mo ḃrionglóid. Fuair mé an luiḃ. Cuir síos dam an pota agus bruiṫ ḋam é.”

Ċuir an ṁáṫair an luiḃ 'san bpota, agus timċioll cárta uisge leis, agus nuair ḃí sí bruiṫte agus an súġ fuar, d'ól Coirnín é. Ní raiḃ sé móimid in a ḃolg nuair ṡeas sé suas ar a ċosaiḃ agus ṫosaiġ sé ag riṫ suas agus anuas. Ḃí

iongantas mór ar a ṁáṫair. Ṫosaiġ sí ag taḃairt míle glóir agus altuġaḋ do Ḋia; ann sin ġáir sí ar na cóṁarsannaiḃ agus d'innis dóiḃ brionglóid Coirnín, agus an ċaoi a ḃfuair sé úsáid a ċos. Ḃí lúṫġáire ṁór orra uile, mar ḃí Bríġid Ní Ġrádaiġ 'na cóṁarsain ṁaiṫ agus ḃí meas aca uile uirri.

An oiḋċe sin, ċruinniġ buaċaillíḋ an ḃaile isteaċ le lúṫġáire do ḋeunaṁ le Coirnín agus le n-a ṁáṫair. Nuair ḃíodar uile ag cóṁráḋ cia ṡiúḃalfaḋ isteaċ aċt Páidín O Ceallaiġ. Ḃí siad uile ag caint faoi an gcaoi a ḃfuair Coirnín a ṡiúḃal agus lúṫ a ċnáṁ.

“Go deiṁin is daṁ-sa buḋ ċóir ḋó ḃeiṫ buiḋeaċ; ’sé an craṫaḋ do ṫug mo ṗoc-ġaḃair-se ḋó do rinne an obair, agus tá ḟios ag h-uile ḋuine go dtug an ṁarcuiġeaċt do rinne sé, úsáid mó ċos ar ais dam féin. Oċ, mo ḃrón! go ḃfuair mo ṗoc breáġ bás!”

“Ṫug tú h-éiṫeaċ,” ar Coirnín, “’sí an luiḃ do léiġeasaiġ mé. Rinne mé brionglóid trí oiḋċe andiaiġ a ċéile go leiġseóċaḋ an luiḃ mé, agus ṫig le mo ṁáṫair a ċroṫuġaḋ go raiḃ mé mo ċláiríneaċ tar éis mo ṫeaċt’ ó Ġailliṁ, gur ól mé súġ na luiḃe.”

“D’ḟeudfainn mo ṁionna ṫaḃairt go ḃfuil mo ṁac ag innsint na fírinne glaine,” ar san ṁáṫair.

Ann sin ṫosaiġ cáċ ag deunaiṁ magaiḋ faoi Ṗáidín, gur imṫiġ sé amaċ.

Ċuaiḋ gaċ uile níḋ go maiṫ le Coirnín agus le n-a ṁáṫair 'na ḋiaiġ seó. Aon oiḋċe aṁáin nuair ċuaiḋ an ṁáṫair agus na cóṁarsanna 'na gcodlaḋ, ċuaiḋ Coirnín ċum na h-aitinne. Ḃí a ċaraid, an gruagaċ beag, ann sin roiṁe, agus ḃí an pota óir réiḋ dó.

"Seó duit anois an pota óir; cuir i dtaisge é i n-áit ar biṫ is toil leat. Tá an oiread ann agus ḋéunfas duit fad do ḃeaṫa."

"Saoilim go ḃfágfaiḋ mé é in san bpoll a raiḃ sé ann," ar sa Coirnín "aċt ḃéarfaiḋ mé roinn dé a-ḃaile liom."

"Ná tabair leat fós é, aċt bíoḋ brionglóid eile agad mar ḃí agad ċeana, agus, 'na ḋiaiġ sin, tig leat roinn dé do ṫabairt leat. Ceannaiġ an talaṁ so agus cuir teaċ ar bonn is san mbaill ar rugaḋ ṫú, agus ní ḟeicfiḋ tú féin ná aon duine i n-aon tiġ leat, lá boċt fad do ḃeaṫa. Slán leat anois—ní ḟeicfiḋ tú mé níos mó."

Ċuir Coirnín an pota síos in san bpoll, agus créafóg os a ċionn, agus ṫáinig sé a-ḃaile.

Ar maidin, duḃairt sé le n-a ṁáṫair: "Ḃí brionglóid eile agam aréir arís," ⁊ an treas maidin, duḃairt sé léi, "Tá mo ḃrionglóid fíor anois gan amras, ḃí sí agam aréir go díreaċ mar ḃí sí agam an dá uair eile; sin trí uaire andiaiḋ a ċéile, agus tig liom é seó innseaċt duit naċ ḃfeicfiḋ tú lá boċt fad do ḃeaṫa, aċt ní ṫig liom aon rud eile do ráḋ leat d'á ṫaoiḃ."

An oiḋċe sin, ċuaiḋ sé ċum an ṗota óir, ⁊ ṫug lán sporáin dé abaile leis, agus ar maidin ṫug sé do'n ṁáṫair é. "Tá níos mó," adeir sé, "in san áit a dtáinig sin as, agus geoḃaiḋ mé ḋuit é nuair ḃéiḋeas sé ag teastál uait, aċt ná cuir aon ċeist orm d'á ṫaoiḃ."

Níor ḃfada 'na ḋiaiġ seo, gur ċeannaiġ Bríġid Ní Ġrádaiġ bó-ḃainne ⁊ ċuir ar feuraċ í. Ċuaiḋ sí féin agus Coirnín ar aġaiḋ go maiṫ, agus nuair ḃí sé fiċe bliaḋan d'aois, ċeannaiġ sé gaḃáltas mór talṁan timċioll na h-aitinne, agus ċuir teaċ breáġ ar bonn ar an mball ar rugaḋ é. Seal gearr 'na ḋiaiġ sin ṗós sé bean. Ḃí muirġin ṁór aige, agus nuair fuair se bás le sean-aois, d'ḟág sé ór agus airgiod ag a ċloinn, agus ní ḟacaiḋ aon duine do ċóṁnaiġ in san tiġ sin lá boċt ariaṁ.



## SEÁĠAN AN DÁ ĊAORA.*

Ins an tsean-aimsir ḃí firín beaga gruagaċa agus liopraċáin le fáġail i n-Éirinn, aċt ḋíbir na Gaill mallaiġṫe iad, agus d'imṫiġ ád na tíre leó. Tá go leór óir agus airgid faoi an talaṁ i n-Éirinn ó aimsir na Loċlannaċ, aċt ní'l fios ag aon duine cia an áit le n-a ḃfáġail, aċt ḃí eólas maiṫ ag na liopraċánaiḃ, i ḃfad ó, cia an áit a raiḃ siad le fáġail, agus is iomḋa fear d'fágadar saiḃḃir.

In san am sin ḃí fear óg daraḃ' ainm Seáġan Ó Súilliobáin 'na ċóṁnuiḋe i dTurloċ-mór, i ngar do Ċaisleáin-a'-Ḃarra, i gCondae Ṁuiġ-eó. Do tógaḋ é i dtiġ a ṁáṫar-ṁór, mar fuair a aṫair agus a ṁáṫair bás, nuair ḃí sé bliaḋain d'aois. Nuair ḃí sé i n-aois a deiċ mbliaḋan ḃí sé 'na ḃuaċaill deas-láṁaċ, agus úsáideaċ d'á ṁáṫair-ṁór, agus ḃí cion mór aici air. Ḃiḋeaḋ sé amuiġ gaċ uile lá ag taḃairt aire do na baċ (buaiḃ) agus do na caorċaiḃ, ⁊ ġeall sí ḋó dá mbeiḋeaḋ sé 'na ḃuaċaill maiṫ go ḃfágfaḋ sí dá ċaora aige, nuair ḃeiḋeaḋ sí ag fáġail ḃáis. Ar maidin, lá ar na ṁáraċ, ċuaiḋ Seáġan tríd na bailtiḃ, agus d'innis do gaċ uile ḋuine, sean agus óg, go mbeiḋeaḋ dá ċaora aige, nuair ġeoḃaḋ a ṁáṫair-ṁór bás.

---

* Dóṁnall de Búrca do ḃí i mBeul-áṫ-na-muice, i gCondae Ṁuiġ-eó, d'innis an sgeul so do Ṁac Uí Ċonċuḃair i mB'l'áṫ-Luain, ó a ḃfuair-mise é.

Ó'n lá sin amaċ níor ṫug na daoine aon ainm air aċt "Seáġan a' Dá Ċaora," ⁊ d'ḟreagróċaḋ sé do'n ainm sin ċoṁ maiṫ agus d'á ainm féin.

Ḃí go maiṫ, agus ní raiḃ go h-olc. Nuair ḃí Seáġan cúig bliaḋna déag d'aois, fuair a ṁáṫair-ṁór bás, agus d'ḟág dá ċaora aige, oṫaisg agus molt. Ní raḃadar aċt sé míosa d'aois, ⁊ ní raiḃ páirc ḋeas feurṁar i ḃfoig-seaċt míle naċ dtiuḃraḋ Seáġan a ḋá ċaora, agus naċ gcuirfeaḋ sé iad ar inḃear innti. Dá mbeiḋeaḋ cloiḋe árd idir é féin agus an ṗáirc, ġeiḃeaḋ sé greim ar ċaora faoi gaċ ascall ⁊ do ḃeireaḋ sé iad ṫar an gcloiḋe. Ní ṫug na daoine aon áird ar rud ar biṫ do ḋeunfaḋ Seáġan, mar ṡaoil siad gur amadán do ḃí ann: aċt buḋ amadán-iarainn é!

Aon lá aṁáin ḃí Seáġan ag tiomáint asail ḟallsa, agus nuair naċ siúḃalfaḋ sé go tapa ḋó, ṫosaiġ sé g'á ḃualaḋ le maide mór do ḃí aige. Ṫárla go raiḃ sagart ag dul na sliġe, ⁊ duḃairt sé, "Is mór an peacaḋ ḋuit, a Ṡeáġain, an t-asal boċt do ḃualaḋ ċoṁ millteaċ sin.

"Ní ċreidim focal d'á n-abrann tú," ar Seáġan. "Deir na daoine gur fear naoṁṫa tú, aċt cuirfiḋ mé mo ḋá ċaora anois anaġaiḋ fiċe "trí-deug," má ṫéiḋeann tú ag marcuiġ-eaċt ar an mbiṫeaṁnaċ fallsa so naċ mbéiḋ tú ag an gcrois-ḃóṫar roiṁ luiḋe na gréine, tráṫnóna, gan buille do ḃualaḋ air, agus ní'l aċt míle gearr go dtí an crois-ḃóṫar."

Buḋ fear greannaṁail an sagart, ⁊ duḃairt

sé, "Cuirfead an geall leat, a Ṡeáġain," agus ċuaiḋ sé ag marcuiġeaċt ar an asal, agus ṫug aġaiḋ an asail ar an gcrois-ḃóṫair. Ḃí sé ag cuimilt muinéil an asail agus ag bladar leis, le na ḋeifriuġaḋ, aċt is ar éigin ḃí an t-asal ag cur coise roiṁ ċois eile — do raċfaḋ seilmiḋe ċoṁ tapa leis.

Ḃí na daoine ag teaċt amaċ as na ṫiġṫiḃ, ar gaċ taoiḃ de'n ḃóṫar, agus ag deunaṁ gáire faoi an sagart agus faoi Ṡeáġan. Ḃí Seáġan amaċ roiṁ an sagart, ag greadaḋ a ḃos ċoṁ cruaiḋ agus d'ḟeud sé. Ḃí tom fóṫanán ar ṫaoiḃ an ḃóṫair, agus ṫosaiġ an t-asal 'gá iṫe, agus ní ċorróċaḋ sé go raiḃ a ṡáit iṫe aige, ⁊ ann sin, féin, i n-áit siúḃal do ḋeunaṁ, luiḋ sé síos, ⁊ buḋ ḃeag nár ḃris sé cos an ṫsagairt faoi.

"Muna ndeunfaiḋ tú deifir ṁór," ar Seáġan, "tá an geall gnóṫaiġṫe agam. Tá tú 'dá uair ar an mbóṫar, agus ní'l tú leaṫ-ḃealaiġ go fóil."

"Ḃíonn áḋ ar amadán," ar san sagart, "agus seó ḋuit do ġeall; tá níos mó de ċéill in do ċeann 'ná do ṡaoil mé. Imṫiġ as m'aṁarc, ṫu féin agus d'asal, agus ná tar anaice liom níos mó."

Léim Seáġan ar an asal, ṫosaiġ 'gá leadraḋ leis an maide, agus as go bráṫ leó. Ḃí Seáġan lúṫġáireaċ go leór faoi an gcaoi ar imir sé ar an sagart.

An tráṫnóna sin, ṫug Seáġan an dá ċaora

a-ḃaile leis mar buḋ ġnáṫaċ, agus ċuir sé ar forgaḋ iad, faoi ḃinn an tiġe, agus ċuaiḋ sé féin 'na ċodlaḋ. Ṫáinig an faolċú san oiḋċe, nuair ḃí sé 'na ċoḋlaḋ, agus ṁarḃ sé an molt agus d'ḟág ann sin é.

Nuair ċuaiḋ Seáġan amaċ ar maidin, fuair sé an molt marḃ, agus ċaoin sé níos mó 'na ḋiaiġ 'ná ċaoin sé anḋiaiġ a ṁáṫar-ṁóir. Nuair ḃí sé tuirseaċ ag caoineaḋ, ċuaiḋ sé ċum na h-oṫairse, agus duḃairt sé léi, "Ara, a ċreatúir ḃoiċt, naċ ḃfuil brón ort faoi do ċéile do ḃeiṫ marḃ, agus gan aon d'á ṗór beó áċt tusa!" Nuair laḃair sé mar sin léi, créad do rinne sí aċt suiḋe suas ar a taoiḃ-ṡiar, d'ḟéaċ sí ṫart, agus duḃairt sí le guṫ duine: "Bí foiġdeaċ ⁊ tiucfaiḋ an molt ċum beaṫa arís. má ġlacann tusa mo ċóṁairle. Ná h-innis d'aon duine beó go ḃfuil do ṁolt marḃ. Teiriġ ċum an ḃaile-ṁóir, agus ceannaiġ croiceann caoraċ leis an ollan air. Tiucfaḋ an faolċú ar mo ṫóir-se anoċt, aċt béiḋ tusa le mo ṫaoiḃ agus croiceann na caoraċ ort, agus do sgian ġeur ann do ḋeas-láiṁ, agus nuair ḃéarfas sé iarraiḋ orm-sa, cuir do sgian go dti an croiḋe ann, agus ṫuitfiḋ sé marḃ. Ann sin bain amaċ an croiḋe agus cuimil ar ṫeangaiḋ do ṁuilt é, agus tiucfaiḋ sé ċum beaṫa ċoṁ maiṫ agus ḃí sé ariaṁ. Agus rud eile: tá sparán óir i lár builg an ḟaol-ċú, ⁊ ní ḃeid sé folaṁ go deó, aċt má leigeann tú do rún le aon duine beó, béiḋ tusa ⁊ mise ⁊ an molt caillte go bráṫ."

"Gráḋ mo ċroiḋe ṫú," ar sa Seáġan, "deunfaiḋ mé gaċ niḋ mar deir tú liom, aċt naċ fada gur labair tú liom, agus mé i m'aonar ó fuair mo ṁáṫair ṁór bás, beannaċt Dé le n-a h-anam."—Níor ḟeud sé tuilleaḋ ráḋ, mar duḃairt an oṫaisg: "Coisg do ḃeul, 'sí do ṁáṫair-ṁór atá ag caint leat, agus 'sé d'aṫair-mór an molt atá sínte marḃ ag binn an tiġe. Tá iongantas ort faoi sinne d'ḟeiceál i rioċt dá ċaora, aċt ní ḃéiḋ iongantas ort nuair ċluinfeas tú an sgeul. Nuair ḃí do ṁáṫair ag fáġail ḃáis, d'ḟág sí d'ualaċ orrainn aire do ṫabairt duit-se, bíoḋ muid (sinn) beó no marḃ, go mbeiḋṫeá bliaḋain agus fiċe, 7 ġeallamar sin dí. Nuair ċuaḋmar i láṫair an ḃreiṫiṁ ṁóir, do cuireaḋ sinn ar ais in san rioċt so, le n-ár ngeallaṁaint de ċóiṁlíonaḋ."

"Tá mé buiḋeaċ díot," ar Seáġan, "agus déanfaiḋ mé gaċ niḋ mar deir tú, agus, maidir leis an rún, feicfiḋ tú go gcongḃóċaiḋ mé é, ciḋ go saoileann daoine gur amadán mé."

Ċuaiḋ Seáġan ċum an ḃaile-ṁóir, ċeannaiġ sé an croiceann agus ṫáinig sé a-ḃaile. Ṫug sé neart féir ṫirim do'n oṫaisg, agus nuair ṫáinig dorċadas na h-oiḋċe, ċuir sé an croiceann timċioll air féin, agus ṡín sé le cois binne an tiġe.

"Ḃéiḋ tu pruaċta leis an ḃfuaċt sul má dtagann an faolċu," ar san oṫaisg, "suiḋ astiġ le cois na teineaḋ go gcluinfiḋ tú 'má má' uaim-se."

Ċuaiḋ sé asteaċ, ċuir sé síos teine, agus ṡuiḋ sé féin síos, ag smuaíneaḋ ar gaċ uile niḋ ṫárla ḋó. Ḃí coḋlaḋ ag teaċt air, nuair ċualaiḋ sé "má má" ó'n oṫaisg, agus amaċ leis. "Deun deifir," ar sise, "tá sé ag teaċt." Ċaiṫ Seáġan an croiceann air, agus luiḋ sé síos le cois binne an tiġe. Níor ḃfada go dtáinig an faolċu, aċt nuair ṡaoil sé greim d' ḟaġáil ar an oṫaisg ṫug Seáġan sáṫaḋ ḋó, gur ċuir sé an sgian tríd a ċroiḋe, agus ṫuit sé marḃ. D'ḟosgail sé a ḃolg ann sin, agus ḃain sé amaċ an croiḋe, agus ċuimil sé ar ṫeangaiḋ an ṁuilt é, agus d'éiriġ an molt suas, ċoṁ maiṫ agus ḃí sé ariaṁ.

Nuair ḃí an molt agus an oṫaisg ag pógaḋ a céile, ċuartaiġ Seáġan, agus fuair sé an sporán óir; ḃí an sporán sin níos luaċṁaire 'ná iomlán Condae Ṁuiġ-Eó, óir ní ḃeiḋeaḋ sé falaṁ go deo!

Ḃí cóṁráḋ fada idir Ṡeáġan agus an dá ċaora. Duḃairt an oṫaisg leis go mbeiḋeaḋ dá uan aici gaċ uile ḃliaḋain, agus naċ mbeiḋeaḋ aon uan 'san aonaċ leaṫ ċoṁ maiṫ leó. "Má ċuireann aon duine tuairisg ort cia an aṫair do ḃí aca, abair naċ ḃfuil ḟios agad. Teiriġ ċum do leabuiḋ anois, agus ar maidin amáraċ tig leat a innseaċt do na cóṁarsannaiḃ gur ṁarḃ tú an faolċu do ṫáinig ag braṫ ar do ḋá ċaora, agus do ḃí ag deunaṁ slaid ṁóir ar ċaorċaiḃ na tíre. Geoḃaiḋ tú molaḋ mór, go speisialta ó'n sagart, mar

ṁarḃ sé mórán uan air; ní ḃéiḋ aon ċómráḋ eile agam leat, no go mbéiḋ mo ċómairle ag teastál uait."

"Tá cúpla focal agam-sa le ráḋ leis," ar san molt; "buḋ é Páidín Éamoin an faolċu; is cuiṁin leat gur croċaḋ é seaċt mbliaḋna ó ṡoin, faoi Ḟéilim Mac Gríoṁ do ṁarḃaḋ, agus faoi a ċuid caora do ġoid. Nuair ċuaiḋ sé i láṫair an ḃreiṫiṁ ṁóir, do cuireaḋ ar ais ar an tsaoġal so é, i riocht faolċu, ar feaḋ seaċt mbliaḋan, agus anois tá sé ceangailte i lár Loċa-Dearg i rioċt uillpéiste, agus béiḋ sé ann sin go deireaḋ an doṁain."

"Tá cuiṁne ṁaiṫ agam air," ar Seáġan, "is beag nár ḃain sé an ċluas díom aon lá aṁáin, nuair ċuaiḋ mé le nead do ṫóruiġeaċt ar a ṫalaṁ."

"Teiriġ do ċodlaḋ anois, ní'l aon ḟocal eile agam le ráḋ," ar san molt.

Ar maidin go moċ, ċuir Seáġan an dá ċaora i bpáirc féir ġlais, agus an sin ċuaiḋ sé go tiġ an tsagairt, agus d'innis dó gur ṁarḃ sé faolċu an oiḋċe aréir. Níor ċreid an sagart é, agus duḃairt sé, "Imṫiġ a-baile a ḃiṫeaṁnaiġ, fuair mé mo ṡáiṫ ṁagaiḋ uait féin agus ó d' asal, seal gearr o ṡoin."

"Dar m'anam tá mé ag innseaċt na fírinne glaine; ḃí mo ḋá ċaora ar forsaḋ binne an tiġe, agus ṫáinig sé ag breaṫ orra nuair ċuir mé mo sgian go croiḋe ann, agus níor ḟág mé putóg ann a ḃolg naċ ḃfuil caiṫte ar an talaṁ anois, i ngar do ḃinn an tiġe."

"Béiḋ mé ag gabáil an bealaċ sin faoi ċeann uaire no dó," ar san sagart, "agus má tá tú ag innseaċt bréige ḋam, brisfiḋ mé gaċ uile ċnáṁ in do ċorp."

Ċuaiḋ Seáġan tre na ḃailtiḃ, agus d' innis sé an sgeul dóiḃ. Ċreid cuid aca é, aċt ḃí amras ar ċuid eile aca. Ṫáinig cuid díoḃ leis, ċum an tiġe, agus ċonnairc siad an faolċu marḃ, agus níor ḃfada go raiḃ teanġṫa go leór ag bogaḋ, ag molaḋ Seáġain an-dá-ċaora. Nuair ṫáinig an sagart, duḃairt sé, "Ḃeirim maiṫeaṁnas duit faoi ċleas-magaiḋ an asail, agus seo ḋuit píosa óir ḃuiḋe."

"Ní'l ór ná airgiod ag teastál uaim, taḃair do ḃoċtaiḃ na pairráiste é, d'ḟág mo ṁáṫair-ṁór roinn d'ór agus d'airgiod agam."

"Taḃair ḋam do láṁ, dar m' ḟocal is buaċaill fearaṁail tú," ar san sagart, agus ċrait sé láṁ leis, agus duḃairt sé leis na daoiniḃ ḃí i láṫair, "buḋ ċóir ḋaoiḃ meas mór do ḃeiṫ agaiḃ ar Ṡeáġan, rinne sé maiṫ ṁór 'san bparráiste nuair ṁarḃ sé an beiṫiḋeaċ millteaċ sin. Deun poll agus cuir ann é."

An ċeud-lá de ċéid-ṁí an earraiġ, ḃí dá uan ag oṫairs Ṡeáġain, agus ní ḟacaiḋ aon duine i n-Éirinn ariaṁ aon uan do ḃí leaṫ ċoṁ breáġ leó. Ḃí olann orra do ḃí leaṫ-troiġ ar fad, agus í ċoṁ mín leis an tríoda is míne. Nuair ḃí siad sé míosa d'aois, ṫug sé iad ċum an aonaiġ, agus ní raiḃ fear d'á ḃfacaiḋ iad naċ ndearnaiḋ tuairisg cá'r

b'as iad. Duḃairt Seáġan go raiḃ an oṫaisg 'san mbaile aige féin. Ní raiḃ feilméar ná ridire-caoraċ i ḃfoisgreaċt dá ḟiċid míle, naċ dtáinig le aṁarc do ḃeiṫ aige ar oṫaisg Ṡeáġain, ⁊ ḃí siad réiḋ ċum airgid ar biṫ do ṫaḃairt uirri, aċt ní ḋíolfaḋ Seáġan í.

Gaċ uile ḃliaḋan tar éis sin, do ḃiḋeaḋ dá uan ag an oṫaisg, aċt buḋ uain ḃoinionna do ḃí ionnta uile, agus ḃí brón mór ar na feilméaraiḃ faoi sin.

Ċuaiḋ Seáġan ar aġaiḋ go maiṫ ar feaḋ cúig bliaḋain. Do ġeiḃeaḋ sé luaċ mór ar na h-uain [h-uanaiḃ] gaċ bliaḋain, ⁊ ċeannaiġ sé feilm ḃeag gaċ uile ḃliaḋain, agus ḃí go leór talṁan aige nuair ḃí sé fiċe bliaḋan d'aois, agus ní raiḃ cailín óg i ḃfoisgreaċt fiċe míle ḋó naċ raiḃ i ngráḋ leis. Aċt ṫáinig aṫruġaḋ mór ar Ṡeáġan. An tráṫnóna roiṁ aois a ḃliaḋain ⁊ fiċe duḃairt an oṫaisg leis: "Béiḋ tú bliaḋain agus fiċe amáraċ, agus ní ḃéiḋ do ċúram orm-sa ná ar d'aṫair-mór níos faide; tá an geallaṁaint do ṫugamar cóiṁlíonta, ⁊ raċamaoid ċum suaiṁnis síorruiḋe. Ar maidin amáraċ geoḃaiḋ tú marḃ sinn ag binn an tiġe. Deun poll doiṁin, agus folaiġ sinn ann."

Ḃí brón mór ar Ṡeáġan, agus duḃairt sé, "Buḋ ṁaiṫ liom dul liḃ; brisfiḋ mo ċroiḋe le brón agus le uaigneas."

"Ní ṫig leat dul linn," ar san oṫaisg, "ní'l d'aṁ saoġalta caiṫte, tá bliaḋanta fada róṁad fós."

An tráṫnóna sin ṫug Seáġan an dá ċaora a-ḃaile leis, agus ċuir sé iad faoi ḟorgaḋ binne an tiġe, aċt níor ċodail sé táṁ. Ar maidin, go moċ, ċuaiḋ sé amaċ, agus fuair sé an dá ċaora marḃ. Rinne sé poll mór doiṁin, agus d'ḟolaiġ sé iad ann.

"Anois," ar se, leis féin, "tá mé bliaḋain ⁊ fiċe d'aois indiú, ⁊ béiḋ deoċ biotáile agam mar ġeall ar sin, agus le mo ḃrón do ḋíbirt."

Ċuaiḋ sé ċum an ḃaile-ṁóir, agus ċeannuiġ sé crúiscín biotáile, agus ṫáinig sé a-ḃaile. Ṫosaiġ sé ag ól, agus níor ḃfada go raiḃ sé dall ar meisge. Ṫáinig cóṁarsa asteaċ ċuige. ṫosaig sé ag caint leis, agus leig sé amaċ rún an dá ċaora. Ċuaiḋ an sgeul ó ḃeul go beul go raiḃ sé ag gaċ uile ḋuine 'san ḃparráiste.

Ar maidin, ḃí an sporán óir imṫiġṫe uaiḋ, ⁊ níor stad sé de'n ól gur ċaiṫ sé gaċ uile ṗiġin d'á raiḃ aige, agus 'na ḋiaiġ sin do ḃiḋeaḋ sé ag dul ó ḃaile go baile, mar leaṫ-amadán, ag tóruiġeaċt ruid le n'iṫe.

Anois, an fear críona nó amadán do ḃí ann?

# NOTES.



Page 1, line 4—fiaḋáin = "wild"; in Munster, fiaḋain. Cuir smaċt air = "chastise," "control" him. | Line 10—Ag gabail rainn = "singing a verse"; often pronounced ag gó-ail.

Page 2, line 2—Tuirling = descend. Line 5—Cárdaiḋ, *recté*, cárda; but the Gen. Plur. is in speaking often made the same as the Nom. Plur.; I need not notice this again. | Line 8—Créad imeóramaoid air = what'll we play for? Verb imir. Line 11—Gnóṫaiġim = I win; a common word in Connacht; caiṫfiḋ tusa = you must. | Line 23—Ionnánn = able. | Line 26—Geall = a bet. | Line 28—Míċéillíḋ = senseless. | Line 30—Leas-ṁáṫair = mother-in-law.

Page 3, line 6—Ṫug sé a aġaiḋ ar áit eile = he faced for another place. | Line 15—Claiḋeaṁ = "a sword," pronounced claiṁe (*clav-vah*) in Connacht, but *clive* or *cleeve* in Munster. Line 22—Níor leig an mac ríġ air féin = the prince never let on, *i.e.*, pretended.

Page 4, line 13—Smuáín, generally pronounced smaoin (*smween*) = "to think." | Line 18—Gan aon ḃeirt aca, etc. = "without any two of them being of one (*i.e.*, the same) colour."

Page 5, line 3—Teiriġ = ṫéiḋ. "go." | Line 5—Ní luaiṫe —— 'na = "no sooner —— than." || Line 27—Liaṫróid = "ball." | Line 30—Ċor leis sin = "moreover," "also."

Page 6, line 1—úṁal le = "obedient" or "ready to." | Line 8—Focla a Plur. of focal, properly focail; *cf.* capla for capaill. | Line 10—A lán de ḃallaiḃ = a number of balls. Line 16—Láṁ-astiġ = "hand in," in playing ball, *i.e.*, who would begin. | Line 20—Faoi ḋeoiḋ or faoi ḋeireaḋ = at last. Line 29—A ndeaċaiḋ sé = in which he went.

Page 7, line 10—Rámalaiḋ = raving. | Line 15—Cóṁairleoir = a councillor. | Line 20—Oiḋre = an heir. | Line 24—Ag tór-

uiġeaċt draoiḋeadóra = pursuing an enchanter. | Line 30—Nár ṫagaiḋ sé = that he may not come.

Page 8, line 2—Gaol = kin, relations. Mála-siuḃail = travelling bag, wallet. | Line 10—Ḃreaṫnuiġ sé = he observed. Tarraing air = draw towards it. Fasgaḋ = shelter; in Munster fosgaḋ. | Line 16—Ċonnaire is pronounced in Connacht as if spelt ċainic, and is scarcely to be distinguished from the sound of ṫainig = "came." | Line 25—Ag sgaramaint leis = parting from him. | Line 30—Ḃuail a ḋá ṫaoiḃ, etc. = struck (or crushed) his (*i.e.*, the horse's) two sides against one another.

Page 9, line 6—Beir greim air = take a hold of it. | Line 20—Soláṫar = provide for.

Page 10, line 5—Neart arán = plenty of bread. | Line 25—For tu read ṫu. | Line 30—Cead a ċinn = the leave of his head, *i.e.*, let him go freely.

Page 11, line 4—Neaċ = a person. | Line 8—Déanfaid = déanfaiḋ siad, they will make. | Line 11—I ḃfolaċ = in hiding; in Connacht the o of this and of some other words is usually pronounced as if it were a. | Line 21—Do ṫaḃairt = to bring *you*.

Page 12, line 4—Ar d'anam = for your life. | Line 18—Ṫall = yonder. | Line 26—Cá ḟad ó, often pronounced cád ó = how long since. | Line 29—Tuaġ ceaṫa = rainbow. | Line 30—Ṡleamnuiġ mé, etc. = I slid (on the rainbow) as far as this.

Page 13, line 4—Dá n-ógróċainn = if I were to choose. There seems to be two forms of this verb, ógair and tógair. Rud ar biṫ ṫógróċas tú = anything you shall desire. | Line 15—Ar feaḋ míosa = during a month. Cruaḋóg = a pinch. | Line 22—Often tairbéan in Central Connacht, but tairbáin or teasbáin in Western Connacht and Munster.

Page 14, line 12—Greamuiġṫe d'á ċéile = stuck to one another. | Line 18—Cad é fáṫ = what is the cause of.

Page 15, line 12—Ar ti éiriġe = about to rise. In Centra. Connacht éiriġ is pronounced *air-ee*, but in the West *eye-ree*. Line 15—Tá sé in am duit, etc. = it is time for you to go in face of your work. | Line 21—D'ḟeiceál, in Munster d'ḟeicsint or d'ḟeiscint to see. | Line 31—Faoi ċeann móimid = in a moment.

Page 16, line 8—Sói-ḋéanta = easily-done. Déan is often pronounced dian in Connacht. | Line 22—Fáġ ḋam é, etc. = find it for me before the sun goes down [this] evening. Seal má = ṡul, before. | Line 24 - Ceud troiġ, etc. = 100 feet in depth and 20 feet round (*i.e.*, in circumference).

Page 17, line 9—Ċoisg = stopped. | Line 11—Laiḋirín = little finger. | Line 21—Cruinnisgín = a cluster.

Page 18, line 4—Arm 'gá ċúmdaċ = an army guarding it. Ḃuailfinn, etc. = I would beat seven times as many. | Line 11—Teastuiġ, etc. = I want to be going. Line 24—Caol eaċ donn = the thin brown steed.

Page 19, line 10—Is beag má tá, etc. = there is scarcely a trace of the old castle to be found.

Page 20, line 9—Do réiḋteaċ = to get ready. | Line 15—An ġeineaṁain, etc. = to put back or retard the birth. | Line 25—Abair leis, etc. = tell him to pray for me.

Page 21, line 11—Ḃeannuiġ sé isteaċ = he saluted [and came] in. | Line 21—Cuirfimid tú go geanaṁail = we will bury you decently. | Line 24—Seal má go dtí 'ḃfad = "before long." I cannot analyze this curious form.

Page 22, line 5—I rioċt ḃáis = in a state of death, *i.e.*, dying. Line 10—Ċuir sé, etc. = he buried the old couple decently. Line 23—Féar an ġuirt = grass of the field. | Line 26—Dem' ṫaoiḃ-se = concerning me. | Line 27—Bealaċ do leasa = the road of your good, *i.e.*, that will do you good.

Page 23, line 1—I ndán duit = fated for you. | Line 9—Ruainne = horse hair. | Line 16—Neaċ = person. | Line 22—Bunáit = about. | Line 26—Tóruiġeaċt = pursuing. | Line 27—Taḃair d'aġaiḋ air = face for.

Page 24, line 2—Do ṁeaḋaċain, etc. = your own weight of yellow gold. | Line 11—Cinnir mé = lead me (by the head). Cinnire = a man who leads a horse by the head. | Line 15—Faill = an opportunity. | Line 22—Tuairisg = an enquiry. Line 27—Ṫug, etc. = faced for.

Page 25, line 1—Ar ċúṁaċt, etc. = in the power of any man living. | Line 3—In do leiṫéid = in the likes of you. | Line 7—Má ṫeipeann sé, etc. = if it fails you to do that. | Line 11—Os

cóṁair=opposite to, or forenent the castle. | Line 26—Teastuiġeann uaim ṫú=I want you.

Page 26, line 11—Sói-ḋéanta=easily done. Ní ċlisfiḋ mé ort=I'll not fail you. Clis and teip mean the same thing. Line 26—For cur read cuir. | Line 28—For le le read le.

Page 27, line 7—D'á cur suas=putting her up. Taoiḃ-ṡiar ḋí=behind her. | Line 12—In ngar do ḃaile=near home. Line 15—Ní mór, etc.=that's not saying much. | Line 29—leaṫ-ḃuilín=a half loaf.

Page 28, line 6—Faoi ċeann, etc.=in a moment. | Line 10—Ar mo ṁuin=on my back. | Line 18—Ag caṫaḋ amaċ=throwing out (better spelt ag caiṫeaṁ). | Line 22—Leiṫ-sgéal=an excuse.

Page 29, line 14—For fainne read fáinne. Line 27—Iomlán, etc.=the whole of your wages. | Line 29—Iarraiḋ=an attempt.

Page 30, line 6—Créad, etc.=what it is necessary for you to do. | Line 13—Sprúille=crumbs. | Line 15—Aṁlaiḋ=thus. Line 9—Ar do ḃeaṫa=for your life. | Line 26—D'éiriġ liom=it has succeeded with me.

Page 31, line 6—Le amarc, etc.=that they might have a view of it. | Line 17—Ċuireadar, etc.=they sent for a priest. Cuir fios air=send for him. Line 21—Go raiḃ sé=until he was.

Page 32, line 2—Dar ḃ'ainm=whose name was. | Line 6—I ngar, etc.=near the house. | Line 21—An té, etc =him who came. | Line 25—Deas-láṁaċ=handy.

Page 33, line 7—Sean-ġogaide (or gogaille)=an old dotard, or foolish person. | Line 20—Bíoḋ, etc.=let it be so. | Line 26—As go bráṫ leis=off and away with him. Meigilt=bleating.

Page 34, line 2—Teaċt 'na ċoinne=coming *for* him. Téiḋ i gcoinne an uisge=go *for* the water. | Line 10—Greadaḋ bos=clapping hands. Bos *f.*=the palm of the hand. Ar mire=mad. | Line 15—Greim, etc.="the grip of a drowned man," a proverb. | Line 18—D'éiriġ, etc.=the cry rose. | Line 22—Le n-a ṡálaiḃ=at his heels.

Page 35, line 13—Praisge=apron. | Line 24—le fáġail, etc.=to be found. | Line 26—Ar ċaoi ar biṫ=any how, at all events. | Line 31—Cuir síos, etc.=there was many a version of it.

Page 36, line 3—Rannṗáirteaċ=in partnership with. Fear-siḋe=a fairy man. | Line 11—Ṫárla=it happened. | Line 16—Seitril=laughing hysterically for no cause. | Line 18—Seafóid=nonsense, *literally* "dotage." | Line 30—Brionglóid=a dream.

Page 37, line 2—Gruagaċ=a wizard ; it also means "hairy." Line 4—Cómairle do leasa=advice for your good. | Line 5—Cláiríneaċ=a cripple. Cúis-ṁagaiḋ=laughing-stock. | Line 12—Ar ball=on the spot. | Line 14—Ní ḟeudfá, etc.=you would not be able to take that opinion away from them. | Line 15—Go díreaċ=exactly. I ḃfoigseaċt troiġe=within a foot, for troiṫe read troiġe | Line 27—Cloċ niġeaċáin=washing stone. | Line 29—Ionnán=able to. | The correct Gen. of buaċaill is buaċalla. | Line 31—Ní ṁairfiḋ, etc.=that won't last long.

Page 38, line 10—Sul má, etc.=before he went out. | Line 18—Tabair áird air=pay heed to it. | Line 22—Do ḃí le fáġail aige=which he had to (*i.e.*, was going to) get. | Line 24—For breág read breáġ | Line 26—Go laġduiġiḋ Sé, etc. =May He diminish the evil.

Page 39, line 7—For bfaċaiḋ read ḃfacaiḋ. | Line 15—A-gan-ḟios dam=without my knowing ; pronounced like *a-gun-yis-dum.* | Line 16—Ó ṡoin=since. | Line 22—A mbeiḋeaḋ, etc.=whom a hound would be following. | Teann-lúṫġáire=excess of joy.

Page 40, line 2—Altuġaḋ=thanks. | Line 20—Ṫug tu h-éiṫeaċ=you're a liar ; *literally*, you have taken your perjury. H-éiṫeaċ is for d'éiṫeaċ. | Line 23—A ċruṫuġaḋ=to prove it.

Page 41, line 7—Cuir i dtaisge é=lay it up, store it away. Line 10—Roinn=a portion.

Page 42, line 8—Ar féaraċ=on grass. Ċuaiḋ sí ar aġaiḋ=she went on. | Line 11—Gabáltas=a holding, farm.

Page 43, line 1—For firín read firíní. Gruagaċa—wizards, liopraċán=little leprechauns or fairies. | Line 5—Na loċ-

lannaċ = of the Danes. | Line 17—Cionn = love, affection. Ḃiḋeaḋ (or ḃíoḋ) sé = he used to be. | Line 20—Dá mbeiḋeaḋ (or mbeiṫ) sé = if he were.

Page 44, line 7—Oṫaisg [pronounced like *oo-csk*] ⁊ molt = a yearling ewe and a wether sheep. | Line 10—Inḃear = grazing. Cloiḋe or claiḋe (pronounced *cly*) = a ditch or fence. Ascall = armpit. | Line 16—Amadán-iarainn, I think this must mean a fool who is not all a fool. There is a word amadán iaċa (?) which means a complete fool. | Line 26—Trí-déag = a thirteen-penny piece. The Irish shilling used to be worth 13 pence.

Page 45, line 1—Cuir geall = make a bet. | Line 4—Ag cuimilt = rubbing or stroking, ag bladar = coaxing. Deif-riuġaḋ = to hasten. Seilmide = a snail. | Line 8—For ṫigṫiḃ read tigṫiḃ. | Line 11—Ag greadaḋ a ḃos = clapping his hands. | Line 27—'Gá leadraḋ = leathering, beating it.

Page 46, line 2—Fosgaḋ or fasgaḋ = shelter. Binn = gable. Line 3—Faolċu = a wolf, also called macṫíre. | Line 12—Céile = consort, *i.e.*, husband or wife, | Line 16—Foiġdeaċ (generally pronounced in Connacht as *fyde*-eaċ) = patient. | Line 21—Ar mo ṫóir-se = in pursuit of me. | Line 28—Sparán or sporán = a purse.

Page 47, line 9—Faoi sinne, etc. = at seeing us. | Line 12—D'ḟág sí d'ualaċ, etc. = she left it of a burden (*i.e.*, as an injunction) to us. Bíoḋ muid, etc. = let us be (*i.e.*, whether we were) dead or alive. | Line 16—Le n-ár ng., etc. = to fulfill our promise. For de read do. | Line 21—Maidir leis an rún = as for the secret. | Line 28—Pruaċta = perished, famished.

Page 48, line 9—Sáṫaḋ = a stab | Line 16—Cuartaiġ = search Line 19—Falaṁ or folaṁ = empty. | Line 24—Tuairisg = enquiry. | Line 30—Slad = robbery.

Page 49, line 3—Ag teastáil uait = wanting to you. | Line 12—I riocṫ uillpéiste = in the form of a great-serpent or monster | Line 20—I bpáirc, etc. = in a field of green grass. Line 28—Ag braṫ orra = spying on them. | Line 30—Putóg = an entrail. I ngar, etc. = near the gable of the house.

Page 50, line 5—For ḃailtiḃ read bailtiḃ. | Line 10—Teangṫa ag bogaḋ = tongues a-wagging. | Line 19—Céid-ṁi

an earraiġ=February. | Line 31—Nać ndearnaiḋ tuairisg =who did not make enquiry.

Page 51, line 3—Ridire (generally pronounced rudaire) caorać="a sheep knight," said to mean a man who has driven 1,000 sheep to one fair | Line 20—Do ċúram=the care of you. Line 25—Doiṁin=deep. It is generally pronounced *dhine* in Munster and *dhown* in Connacht.

Page 52, line 3—Níor ċodlas táṁ (or neul)=I did not sleep a wink. | Line 9—Mar ġeall air=on account of it.

**CRÍOCH.**



## Some other Irish Books by the same Author.

PUBLISHED BY M. H. GILL AND SON.

---

Love Songs of Connacht. Irish and English. 3rd Edition. 2s. 6d. net.

An Sgeuluidhe Gaedhealach. Cuid III., containing 14 Stories. 2s. net. Cuid I. and Cuid II. are out of print.

Pleurgadh na Bulgóide; or The Bursting of the Bubble. A Play with Translation and Notes by G. G. 6d.

An Pósadh. A Play, with complete Vocabulary and Notes.

An Cleamhnas. A Play. 4d.

Úbla de'n Chraoibh. Original Poems in Irish. 1s.

The Songs and Life of Raftery. Irish and English. 380 p.p. 3s. 6d. net.

Rig Séamas; or "King James." A Play, with Translation by Lady Gregory. 6d.

Nativity Play, with Translation by Lady Gregory. 6d.

Ceithre Sgeulta Eile, with Notes, being Stories XI., XII., XIV., XIX. from the Sgeuluidhe Gaedhealach. 9d.

Translation of Stories XI., XIII., XIV., XIX. from Sgeuluidhe Gaedhealach. 6d.

Translation of Stories I., II., IV., V., VI., from the Sgeuluidhe Gaedhealach. 1s.

Casadh an tSúgáin, a Play, with Translation by Lady Gregory. 6d.

